cóip briste

# Óir-Ċiste Fiannuíoċta

Taḋg Ó Donnċaḋa
.i. Torna
Ollaṁ le Gaeḋilg i gColáiste na hOllscoile
i gCorcaiġ

Do scríoḃ agus do ċuir i n-eagar



Comluċt Oideaċais na hÉireann, Teor.
89 Sráid an Talbóidiġ
Baile-Áta-Cliaṫ

# A Ċlár.

# RÉAṀRÁḊ.

---

**Ḋá ṡruṫ litríoċta.** Is gairid a bítar ag gabáil do litríoċt aon-teanga nuair a tugtar fé ndeara inti ḋá ṡruṫ agus iad ar deiġilt óna ċéile go soḟeiscionta. Is iad ḋá ṡruṫ iadsan ná an litríoċt 'na dtugtar iarraċt ar leanaṁaint don ḃfírinne—nó ḋon rud a meastar a ḟéadfaḋ ḃeiṫ in' ḟírinne—agus an litríoċt ná bíonn aon róċaiṫeaṁ i ndiaiḋ na fírinne inti. Má ṫugam an 'Stoireaṁail' ar an sruṫ na mbíonn deallraṁ na fírinne air, ġeóḃam an 'Romansaṁail' a ṫabairt ar an sruṫ eile. Do réir nádúir isé an Stoireaṁail a geintar ar dtúis. Aċt an Stoireaṁail is fírinniġe amuiġ, tar éis tamaill dó ag imṫeaċt ó ḃéal go béal deineann Romansaṁail de. Is mar sin atá an duine.

Ní gáḋ ḋúinn, áṁṫaiġ, ainm fé leiṫ a ċeapaḋ do litríoċt romansaṁail na Gaeḋilge. Tá ainm ċeana ḋó sa Ġaeḋilg .i. Fiannaiġeaċt (Fiannuíoċt). Aċt ní riúnóḋ an ainm sin aon litríoċt eile leaṫsmuiġ ḋen Ġaeḋilg. Litríoċt ċeart romansaṁail iseaḋ an Ḟiannaiġeaċt.

Na scéalta is na laoiṫe úd go dtugtar 'Scéalta Fiannaiġeaċta' agus 'Laoiṫe Fiannaiġeaċta' orta—a ṁéid atáid siad i scríḃinn nó i gcló—deinid siad cuid luaċṁar de Litríoċt na Gaeḋilge. Cuirid siad daṫ fé leiṫ uirṫi, fé mar a ċuireann saoṫar na romantic schools ar litríoċtaiḃ iasaċta. Bíonn dúil sa 'romansuíoċt' i nádúir an duine. Agus is ċun an ċíocrais sin a ṡásaṁ a ceaptar a leiṫéid sin de scéalta. Níor ḃfuláir don litríoċt san éiriġe agus teaċt fé ḃláṫ i nÉirinn, mar ġeall ar a feabas a ḃí luċt scéaluíoċta

inti, agus an saoṫar a ḋeintí riaṁ ar an scéaluíoċt i measc luċt léiġinn i seanascoileannaiḃ na tíre seo.

Agus ó's rud é go mbíonn an Romansaṁail ag aiṫris ar an ḃfírinneaċ is fuirist an ċáilíoċt san a ṫaḃairt fé ndeara sa ḃFiannaiġeaċt. Bailiġeann sí ċúiċi fóirne, agus éaċta, agus aḋḃair scéil, agus motifs as gaċ aon réim eile scéaluíoċta sa Ġaeḋilg. Tá cunntas i dTáin Bó Cuailnge ar na gníoṁarṫa a ḋein Cú Ċulainn nuair a ḃí sé óg. Aiṫris air sin iseaḋ " Macgníoṁarṫa Ḟinn." Tá scéal sa réim ríoġṁail ar Ċormac Mac Airt i dTír Tairngire ; agus ṫug Oisín cuaird ar Ṫír na nÓg. Mar sin féin tá cruinneas na seana réimeanna i n-easnaṁ ar an ḃFiannaiġeaċt. Ní ḃfuair sí an ċaoi ar a líoṁnaḋ is ar a ḋeisiú ó láṁaiḃ cliste. Cuireann sí i gcuiṁne ḋúinn comráḋ an duine ná deaġaiḋ ar scoil go hóg aċt go mbíoḋ taiṫiġe aige n-a ḋiaiḋsan ar ḃeiṫ ag éisteaċt le daoine léiġeanta. An biaḋ eóluis a ṗiocann sé suas ní féidir leis a ḋileaġaḋ, ná fuil agus feóil dá ċuid féin a ḋéanaṁ de. Is mar sin a ṫárla dá lán den stuif a ṫarraing an Ḟiannaiġeaċt ċúiċi. Do ṫeip uirṫi é ṫaḃairt ċun baile inti féin, agus is minic í go liobarnaċ dá ḃárr.

**A hAinm.** Tagann an focal ' Fiannaiġeaċt ' (nó Fianaiġeaċt) ó ' Fian ' ar annlaiġ ' scéal : scéalaiġe : scéalaiġeaċt.' Isé bríġ a ḃí leis an ḃfocal ' fian ' ar dtúis ná ' buiḋean fear ċun fiaḋaiġ.' Dá mbeaḋ breis tar fian aṁáin ar buiḋin do tugtaí ' Fianlaċ ' nó ' fiallaċ ' orṫa. Duine d'Ḟéin ' féinniḋ ' (féinniḋe) a b'eaḋ é ; agus taoiseaċ ar Ḟéin ' ríġḟéinniḋ ' (ríġ-ḟéinniḋe). Is minic tráċt ar ḟiaḋaċ is ar ṡealgaireaċt sa ḃFiannaiġeaċt. Aċt tá níos mó 'ná san ann. Leis an aimsir b'éigin dosna buiḋeantaiḃ úd a ḟoġluim cionnus arm faoḃair do láiṁseáil, agus nuair a ḃíoḋ coġaḋ ar

aois. As san amaċ do ḃítí ag cur leis i gcoṁnuiḋe, agus fás litríoċta ag teaċt air.

San deiċiú aois do cuireaḋ ' Macgnímartha Finn '' le céile, ar ṡon gur leis an dara aois déag a ḃaineann an cóib atá againn anois. Ḃí sé i Saltair Caisil a scríoḃaḋ san deiċiú aois.

San triṁú aois déag do scríoḃaḋ ' Acallam na Sen-órach.'' Agus ón uair sin ale is eól dúinn gur ceapaḋ is gur scríoḃaḋ a lán Fiannaiġeaċta, ar ṡon gur beag saoṫar atá déanta ar a stair fós.

Ní heól dúinn ciarḃ iad na húġdair a ċeap na laoiṫe is na scéalta atá san ḃFiannaiġeaċt. Filí a ċeapaḋ na laoiṫe gan aṁrus ; aċt ar nós urṁór dár seanlitríoċt ní ċuireaḋ éinne a ainm lena ṡaoṫar. Isé is dóiċí gurab iad na filí a ċeapaḋ na scéalta leis. Do ḃí ceangailte ar an ḃfile fadó trí céad goleiṫ scéal do ḃeiṫ do ġlanṁeaḃair aige. Ní hiongnaḋ é, mar sin, go mbíḋís go saoṫraċ ag ceapaḋ scéal agus á ndeisiú le laoiṫe. Ḃ'é nós a ḃí aca ná an laoiḋ nó an filíoċt a ċeapaidís féin do ċur i leiṫ duine den ḃFéinn, mar atá, Fionn nó Oisín nó Caoilte nó Fearġus Finnḃéil. Ón nós san iseaḋ ṫáiniġ an tuairim a deiṁníotar sa scríḃinn nár ḃfuláir don té nur ṁian leis dul san ḃFéinn ḃeiṫ ábalta ar filíoċt do ċeapaḋ.

Tá's againn gur ḃ'é Miċeál Coimín, a fuair bás sa ḃliaḋain 1760, i gCo. an Ċláir, a ċeap '' Laoiḋ Oisín ar Ṫír na nÓg.'' Agus is dóiġ liom gurab é sin an laoiḋ Fiannaiġeaċta is déaḋnaiġe a ceapaḋ.

—Torna.

# míniúċán.

Cnuasaċ beag laoiṫe Fiannaiġeaċta i gcóir leanḃaí scoile é seo. Táid siad ċoṁ simpliḋe agus is féidir iad do ḋéanaṁ gan an seanaḃéaloideas do lot.

Ní mór don scoláire stuidéar a ḋéanaṁ ar gaċ ceann go cúramaċ ; gaċ aon ḟocal agus cor cainnte dá ḃfuil ann do ṫuiscint go beaċt ; agus na scéilíní a ḃaineann leó do scríoḃaḋ ina ċainnt féin, nó laoiḋ ḃeag aca do ċasaḋ go Prós do réir mar a ṫuigeann sé féin é. Annsan baḋ ċeart dó na giotaí a ṫaitneann leis féin do ċur do ġlanṁeaḃair. Nuair a ḃíonn sé gá reic, áṁṫaiġ, seaċnaḋ sé an iomad gáitsí ar nós reacaire an Ḃéarla. Má ḃíonn dul na canaṁna aige agus an blas ceart, ní beag an méid sin.

Na cúig laoiṫe tosaiġ san leaḃar beag so, do baineaḋ iad as ' *Acallam na Senórach* ' Níor ḃfuláir na scéilíní a ḃreiṫ leó, i dtreó go dtuigfiḋe i gceart iad. Agus b'éigin an tseanaċainnt do nóḋċant ar ċuma go ḃfaġaḋ gaeḋilgeóirí na haimsire seó blas uirṫi.

Do ḃaineas " Laoiḋ na Selge " agus " Cnoc an Áir " as na leaḃraiḃ a ċuir an ' *Ossianic Society* ' i gcló. Do ḋeineas a gcóimmeas le láimscríḃinn ṁaiṫ agam féin. Agus i gcóir " Laoiḋ na Seilge " leis do ḃaineas feiḋm as *Reliques*, as leaḃar *Miss Brookes*.

I " nDuanaire Finn " a fuaireas na cúig cinn eile. Ní mór tar nóḋċant an litriúċáin a ṫeastuiġ uaṫa ċun iad a ḋéanaṁ soléiġte do Ġaeḋilgeóir anois.

Ní hé a ḃí uaim daṫ na seanndaċta a ḃaint díoḃ ar fad. Mar sin féin nuair a ṁeasas ná hoirfeaḋ an focal seannda níor scorn liom é ruagaḋ.

Tá súil agam go gcaḃróiḋ an leaḃar so ċun eólus ar ṡeanaimsireaċt na hÉireann is na Gaeḋilge a scaipeaḋ i measc an aosa óig, agus go méadófar dá ḋruim sin a gcion ar ár sinsear is ar ár dtír ḋúċċais.

Seo liosta beag téarmaí agus nod a ġeiḃtar san Réaṁráḋ agus san Tagra.

A.B., ' Ainm Briaṫra.'
Ain., ' Ainmneaċ.'
Ainmniḋe, ' Subject.'
Annlaċ, -laiġe, -laiġ, ' analogy.'
Br., ' Breatnais.'
Cairtí, ' documents.'
Cm., ' cóimmeas.'
Coinnṁeaḋ, ' billeting.'
Coṁfaisnéis, ' Apposition.'
Coṁréir, ' Syntax.'

Coṁṡuiḋteaċ, 'compound.'
Copuil, 'copula.'
Daor-aicmí, daorċlanna, 'unfree or tribute-paying tribes.'
Dísbeagaḋ, 'diminutive.'
"Fíoċ bunaiḋ," 'hereditary vendetta.'
For., 'Forainm.'
Formuil, 'formula.'
Foṡ., Foṡuiḋteaċ, 'subjunctive.'
Gein., 'Geineaṁnaċ.'
Guiḋṫeaċ, 'Optative.'
.i. '*id est*, eaḋón, isé sin.'
Iol., 'Iolraḋ, -raiḋ.'
Iomard feaḋa, 'metathesis.'
Laid., 'Laidion.'
Lċ., 'Leaṫanaċ.'
Mġ., 'Meaḋán-Ġaeḋilg.'
Mí aoiḃil, 'generating season.'
Nġ., 'Nua-Ġaeḋilg.'
Órd., 'Orduiġṫeaċ.'
Réim scéaluíoċta, 'Saga-cycle.'
Romansaṁail, 'Romantic.'
Romansuíoċt, 'romantic Literature.'
Ruḋraiġeaċt, an, 'the Heroic Saga-cycle.'
Seannreaċt, an, 'the ancient law.'
Sġ., 'Sean-Ġaeḋilg.'
Stoireaṁail, 'historical, literal.'
Tuis., 'Tuiseal.'
Uaṫ., 'Uaṫaḋ, -ṫaiḋ.'
1, 2, 3, 'an Ċéad Ṗearsa, etc.'
>, Ding deisil a ċialluíonn 'do ḋein de.'
<, ding tuaṫail a ċialluíonn 'ó, ón.'
*, Réiltín, a ċur roim Ṗréaṁċa, rl., ná fuil cairtí ḋóiḃ, aċt go meastar a leiṫéidí a ḃeiṫ ann.

# I.—Pádraig agus Caoilte.

1. Lá dá raiḃ Pádraig, Aspol na hÉireann ag gaḃáil tré Ṁuig Ḃreag, táinig sé féin agus a ċuideaċta cléireaċ go dtí Druim Deirg. Do ḃí ráṫ an uair sin ar ṁullaċ an ċnocáin ann, agus trí ċéad bliain roiṁe sin do ḃíoḋ Fionn mac Cuṁaill n-a ċoṁnuiḋe innti. Ní fada a ḃí Pádraig agus a naoṁċléir ag Ráiṫ Droma Deirg nuair a ċonncadar ċúca an seanaġaisciḋeaċ agus oċtar seanlaoċ seanársa lena ċois.

Do ḃeannuiġeadar dá ċéile.

"Cad is ainm duitse, a ḟir ṁóir, leṫ toil?" arsa Pádraig leis an ḃfear mór a ḃí n-a ċeann ar an mbuiḋin eile.

"Caoilte, mac Crunnċon, ṁic Rónáin," arsa an fear eile, "agus cia siḃse?"

"Mise Pádraig mac Calpuirn, a cuireaḋ san dtír seo ċun creideaṁ is cráiḃteaċt a ṁúineaḋ dá muinntir, agus drong cléireaċ is deisciobal iad so lem ais."

2. Ḃí na cléiriġ ag déanaṁ iongnaḋ de ṁéid is d'aoirde na ḃfear eile, mar an té dob aoirde aca féin is é n-a ṡeasaṁ ní ṡroisfeaḋ sé aċt guaillí na buiḋne eile is iad n-a suiḋe.

"Aṫċuinġíḋ do b'áil liom a iarraiḋ ort, a Ċaoilte," arsa Pádraig.

"Abair is ġeóḃair é," arsa Caoilte.

"Tobar fíoruisce dḟaġáil coṁġaraċ dúinn annso, tobar a ḃeaḋ in' áis againn ċun muinntir na Miḋe is Uisniġ a ḃaiste," arsa Pádraig.

"Tá's agamsa ca ḃfuil an tobar san," arsa Caoilte.

3. Rug sé ar láiṁ ar Pádraig, agus ṫángadar rómpa tar claiḋe na ráṫa amaċ. Agus ba ġairid a ċuadar n-a diaiḋ san nuair a ṡroiseadar áit go dtugtaí Tráiġ

ḋá Ḃan air, agus a ċonncadar an tobar breáġ fionnuar fíoruisce ann. Dob iongnaḋ leó a ṁéid agus a reiṁre a ḃí an tobar san, agus an biolar agus an foċlaċt ag fás air.

Sidé an teist is an tuarascḃáil a ṫug Caoilte air :

4. A tobair Ṫráiġ ḋá Ḃan,
'S áluinn do ḃiolar bárrġlan ;
ó ṫréigeaḋ do ṫoraḋ ort
níor léigeaḋ fás dot foċloċt.

5. Tig bric ód ḃruaċaiḃ amaċ ;
bíd muca allta it ḟásaċ ;
ar do ċraigiḃ daiṁ sealga
is laoiġ ḃreaca ḃroinndearga.

6. Ḃíonn torṫa ar ḃarraiḃ do ċrann,
is iasc i linntiḃ t'aḃann ;
is áluinn lí do ġas geaṁair,
a ġlas uaine foiṫneaṁail.

7. Is uait do-ċuadar an Ḟiann
nuair marḃaḋ Coinċeann coiṁḟial,
dar cuireaḋ ár féinne Ḟinn
insan ṁaidin ag Maoilġlinn.

8. Uait do-ċuaid Fataḋ na ḃfleaḋ
ba laoċ do ḟuilngeaḋ imneaḋ,
dá ḃfuair raṫ na talṁan toir
gur marḃaḋ é i gcaṫ Ċláraiġ.

9. Ṫáinig os cionn an tobair
Bla ingean Deirg dianscoṫaiġ,
gol árd con ar áṫ aici
dar cuireaḋ caṫ confaiṫe.

10. Ar marbhadh con agus fear
ar n-athchumadh laoch láimgheal,
do chualtas glaodh Gharaidh ghloin
oidhche le taobh an tobair.

11. "Maith é sin," arsa Pádraig. "Ar tháinig ár gcuid bídh chugainn fós?"

"Tháinig," arsa Easpog Seachnall.

"Ortsa roinnt an bhídh, máiseadh," arsa Pádraig, "agus a leath don naonbhar mórlaoch so d'iarsma na Féinne."

D'éirgheadar na heaspuig is na sagairt is na salmairí, agus do bheannuigheadar an biadh. Agus d'itheadar is d'óladar a leórdhaethin fé mar badh leas anma dhóibh é.

12. "Nár bhfear fial Fionn mac Cumhaill," arsa Pádraig, "an tighearna go mbítheása aige?"

Agus dubhairt Caoilte:

Dámadh ór an duille donn
chuireas di an choill,
dámadh airgead an gheal tonn—
iad do bhronnfadh Fionn.

13. "Cad do choimeádadh sibhse nbhur mbeathaidh, mar sin?" arsa Pádraig.

Agus do fhreagair Caoilte:

"Fírinne inár gcroidhthe, agus neart inár lámhaibh, agus comhlíonadh inár dteangthaibh."

## II.—Eachradh na Féinne.

1. "Beir buadh agus beannacht, a Chaoilte," arsa Pádraig, "agus innis scéal dúinn."

"'Neósad," arsa Caoilte. "Cadé an scéal a bhfeárr leat?"

"An mbíoḋ eaċraḋ nó capaill agaiḃ sa bḟéinn ?" arsa Pádraig.

"Ḃíoḋ go deiṁin," arsa Caoilte. "Do ḃí trí leaṫċéad searraċ aonláraċ is aonstaile againn."

"Cad as go bḟuaraṫas iad ?" arsa Pádraig.

"'Neósa mé sin duit go fírinneaċ," arsa Caoilte. "Óglaoċ a ḃí ag Fionn gur b'ainm dó Artúir mac Ḃeinne Ḃriot, agus trí naonḃar fear a ḃíoḋ len' ais i gcoṁnuiḋe.

2. Do ḋein Fionn seilg Ḃinn Éadair uair ; agus seilg le raṫ is le toraḋ b'eaḋ é. Do scaoileadar an Ḟiann dá gconaiḃ, agus do ṡuiḋ Fionn ar Ċarn an Ḟéinniḋe idir Ḃinn Éadair is ṁuir. Ba ṁaiṫ le Fionn ḃeiṫ ag féaċaint ar an seilg, is ag éisteaċt le róḃéiciġ na bḟiaḋ ġá luaṫṁarḃaḋ ag conaiḃ na Féinne.

Agus tárla go raiḃ Artúir mac Ḃeinne Ḃriot ag faire idir an bḟiaḋaċ is an ḟairrge, i dtreó ná snáṁfaḋ aon ḟiaḋ uaṫa.

3. Nuair a ḃí Artúir amuiġ i gceann an ċuain do ċonnaic sé ċuiġe trí coin de ċonaiḃ Ḟinn, sé sin Bran agus Sceólang agus Aḋnuall. Do ḋein Artúir maċtnaṁ in' aigne féin, agus isé coṁairle ar ar ṡocruiġ sé ná é féin agus a trí naonḃair d'imṫeaċt tar sáile agus na coin sin a ḃreiṫ leó go dtí a dtír féin. Agus do ċuireadar an coṁairle sin i ngníoṁ. Do ġluaisíodar leó tar fairrge agus na coin ar láiṁ aca. Do ġaḃadar cuan agus calaḋ ag Inḃear mara Gaimiaċ sa Ḃreatain. Do-ċuadar i dtír san áit sin, agus d'imṫiġeadar orta go dtí Sliaḃ Lodáin ṁic Lir, agus ḋeineadar seilg an tsléiḃe sin.

4. Nuair a ḃí críoċnuiġte ar an bḟiaḋaċ ag an bḟéinn, do ċuireadar fúta n-a longport ag Ḃinn Éadair. Agus fé mar ba ġnáṫ leó a ḋéanaṁ, do cuireaḋ áireaṁ ar

ċonaiḃ Ḟinn. Ba líonṁar a ċoin sin, mar aduḃairt an file :

Áireaṁ craoḃ ar ċonaiḃ Ḟinn,
an ċonairt ḃláiṫ ḃiṫḃinn :
trí ċéad gaḋar na gcruṫ mín
is ċeiṫre leaṫċéad gaḋrín."

5. Ba líonṁar an sluaġ daoine nár ḃfuláir a ḃeiṫ aige dóiḃ sin," arsa Pádraig.

"Is fíor duit é," arsa Caoilte. "Isé seo an líon a ḃíoḋ teaġlaċ Ḟinn :

Trí caogaid do ḃí i dtiġ Ḟinn
Do ṫaoiseaċaiḃ fiann fírġrinn
is trí ċéad giolla dána
dá ċéad dalta dionġḃála.

6. Aċt ar aonċuma, nuair do háirṁíoḋ na coin do fuaratas i n-easnaṁ orta Bran agus Sceólang agus Aḋnuall. Do hinnseaḋ san dḞionn.

"Féaċtar," ar seisean, "trí caṫa na Féinne."

Agus má féaċaḋ ní ḃfuaraḋ na coin.

Annsan do tugaḋ báisín bánóir ċun Finn agus do niġ sé a ḋá láiṁ ann. Ċuir sé a órdóg féna ḟiacail feasa agus do noċtaḋ an fírinne ḋó.

"Artúir mac ríoġ Breatan a ruġ ḃar gcoin uaiḃ," ar seisean, "agus toġaiḋ naonḃar agaiḃ féin ċun dul ḋá n-iarraiḋ."

7. Do toġaḋ. Isiad so ainmneaċa an naonḃair :

Diarmaid, mac Duinn, ṁic Donnċaḋa, ṁic Duḃáin d'Éarnaiḃ Muṁan ; agus

"Goll mac Mórna —— "

"Ar ṁac ríoġ Goll," arsa Pádraig, "nó ar ṁac óglaiġ é ?"

" Mac ríoġ," arsa Caoilte, " —— agus Caol cróḋa ó Neaṁnain, curaḋ le niṁ gaisce a ḃí ag Fionn ; agus isé seo an niṁ gaisce a ḃí air, níor ċait a láṁ urċar iomroill riaṁ, ná níor ḟuiliġ a láṁ ar ḋuine riaṁ ná beaḋ an duine sin marḃ i gceann naoi lá. Agus
Oisín mac Ḟinn, an té nár ḋiúltuiġ duine riaṁ fé aonrud aċt go mbeaḋ ag an duine sin béal ċun itte agus cosa ċun imteaċta.

8. " Is mór an focal é sin, a Ċaoilte," arsa Pádraig.
" Agus is fíor é," arsa Caoilte.

Níor eitiġ Oisín fear riaṁ
um ór ná um airgead ná um biaḋ
ní mó d'iarr sé rud ar neaċ
bíoḋ gur ḃḟiú an ríoġ a oineaċ.

9. —— Agus Oscar mac Oisín, an mac ríoġ do ḃḟeárr lút is láṁaċ i nÉirinn ; agus Raiġne Roiscleatan mac Ḟinn ; agus
Glas mac Éinċearda Ḃéarra ; agus
Mac Luġaċ ; agus mé féin," arsa Caoilte.
" Agus do b'é tuairim a ḃí againn, a Naoṁ Pádraig, ná raiḃ ó Ṫiobrabáine go dtí Garraiḋe na nIospéiri i n-iartar an doṁain aon ċeitre ċéad laoċ ná freagrómis dóiḃ i látair ċata agus ċoṁlainn. Ní raiḃ guala againn gan sciat, ná ceann gan ċlogad, ná deasláṁ gan ḋá lannsa. Do ġluaisíomair orainn don réim sin ċun go ráiníomair Sliaḃ Lodáin ṁic Lir ; agus níor ḃḟada ḋúinn ann gur ċualamair fotrom agus fuaimint na seilge.

10. Ḃí Artúir is a ṁuinntir n-a suiḋe ar ṫulaiġ na seilge ag féaċaint ar an ḃḟiaḋaċ. Ṫugamair fúta go mear, agus do ṁarḃuíomair muinntir Artúir. Do

ċeangail Oscar a dá láiṁ um Artúir féin dá anacal. Ṫugamair linn ár dtrí coin.

11. Súilḟéaċaint dar tug Goll mac Mórna tairis do ċonnaic sé an capall bocóideaċ duḃġorm, agus srian óir uirṫi. Do ġaiḃ Goll í. Agus féaċaint eile dar tug sé dá láiṁ ċlé do ċonnaic sé an capall donn agus srian airgid air agus béalṁaċ óir ar an srian. Do ġaiḃ Goll é sin leis, agus ċuir i láiṁ Oisín é, agus ċuir seisean i láiṁ Ḋiarmada Uí Ḋuiḃne é. Ṫángamair a-ḃaile annsan go Ḃinn Éadair agus ár gcoin againn is an dá eaċ, agus Artúir féin ar láiṁ againn.

12. Agus ṫángamair isteaċ sa pubaill n-a raiḃ Fionn agus duḃairt Caoilte leis :

Ṫugamair Artúir féin linn
go ndeineaḋ connraḋ le Fionn ;
ḃí n-a ógláċ d'Ḟionn as soin
go dtí an lá ċuaiḋ d'éagaiḃ.

13. Ṫugamair an dá eaċ san d'Ḟionn—an ceann firionn agus an ceann bainionn—agus is uaṫasan a ṡíolruiġ eaċraḋ na Féinne, mar ní taiṫiġdís capaill go dtí san. Agus an láir sin rug sí oċt toirḃearta, agus oċt searraiġ gaċ toirḃeart, agus do roinneaḋ na searraiġ sin ar ṁaiṫiḃ is ar ṁóruaisliḃ na Féinne. Agus n-a ḋiaiḋsan do deineaḋ carbaid dóiḃ."

" Tarr slán, a Ċaoilte," arsa Pádraig ; " innis dúinn ainmneaċa na bflaiṫ is na dtréinfear na raiḃ na capaill sin aca."

Is annsan aduḃairt Caoilte an laoiḋ seo Eaċraḋ na Féinne :

14. " Aiṫnid dam eiċ na Féinne
pé déarfaḋ iad le ċéile
an uair ṫagaḋ an sluaġ seang
go haonaċ Tailteann taoiḃṡeang.

15. " An Coinċeann Eoċaiḋ ṁic Lir
an Aigneaċ Ḋiarmada ḋil
an Coscraċ Ḟionnċaiḋ na gcat
an Gormlasraċ Ṁic Luġaċ.

16. " An Ḃaḋḃ ag Mac Luġaċ lán
Éirim ceannḟionn ag Conán
Bean Ṁanann tugaḋ tar muir
do ḃí ag Fionn bán Ó Ḃreasail.

17. " An Éaċtaċ Oscair na máḋ
an duḃluirgneaċ ag Duḃán
Míoḋaċ mairg is Scál fá ċoill
is Fear Baot ag mac Sioġṁaill.

18. " Frangcán agus Lúṫ le srian
dá eaċ taoisiġ scuir na bḟian :
Lúṫ ag Scuirín, laoċ na mban,
is Frangcán ag Duḃḋroman.

19. " Geárr an óir Geárr an airgid,
le ċéile ġaḃdís carbaid,
dá eaċ do ḃí ag Ailbe ann
ag ingin áirdríoġ Éireann.

20. " Duḃ easa agus Duḃ tuinne
ḋá eaċ Aonguis Angluinne ;
Caoilte agus Oisín amaċ
leó téiġdís ar gaċ aonaċ.

21. " Eaċ Ġuill ṁic Mórna don ṁuiġ,
Fear Faire do ḃí i Maonṁuiġ ;
nuair do léigtí ar sliaḃ nó ar muiġ —
ba ċoṁluat le gaot earraiġ.

22. "Capall ná maiteaḋ ás riaṁ
do ċoin ná do ṁíol ná d'ḟiaḋ,
Coinċeann do ḃí ag Fionn na bfleaḋ
tugaḋ a tíortaiḃ Ṡacsan.

23. "An Ġlas gailḃe, ba ṁór moḋ,
feárr ná céad eaċ a haonar,
do ḃí ag Fionn an ċrota ḃuain
i mbrollaċ gaċa mórṡluaiġ.

24. "Ċeitre fiċid is dá ċéad
agus míle, isé naċ bréag.
dḟearaiḃ dar le gaċ fáiḋ ḋe
i marcṡluaġ Ḟinn Alṁaine.

## III.—Dún Árd Ruiḋe,

1. "Beir buaḋ agus beannaċt, a Ċaoilte," arsa Pádraig, "is geal liom do scéal, agus is geal liom tu féin feasta."

Tug Pádraig súil ó ḋeas agus ċonnaic sé uaiḋ an dún mór álumn.

"Cadé an baile é siúd, a Ċaoilte?" ar seisean.

"Isé siúd an baile is mó acṁaing 'na rabas féin riaṁ ann i nÉirinn nó i nAlbain," arsa Caoilte.

"Cia ċoṁnuiġeaḋ ann?" arsa Pádraig.

"Triúr mac Luiġdeaċ Ṁinn, ṁic Aonġusa," arsa Caoilte, "triúr mac ríoġ Éireann. Ruiḋe agus Fiaċa agus Eoċaiḋ a n-ainmneaċa."

2. "Cionnus a fuaireadar an raċmus san go léir?" arsa Pádraig.

'' Is aṁlaiḋ a ṫángadar lá go dtí Feart na nDruaḋ, ar an dtaoḃ ṫiarṫuaiḋ de Ṫeaṁair ċun coṁráḋ a ḋéanaṁ lena n-aṫair.

'' Cár ġaiḃ siḃ ċugainn, a ċlann ó ? ' arsa an rí.

' Ó Eaċlais Ḃanġuba andeas,' ar siadsan, ' ó ṫiġ ár mbuime is ár n-oide.'

' Agus cad dob áil liḃ annso ? ' ar seisean.

' Críċ agus fearann d'iarraiḋ ortsa,' ar siadsan.

Dḟan an rí n-a ṫost ar feaḋ scaiṫiṁ.

' Ní haṫair a ṫug críċ ná fearann daṁsa,' ar seisean annsan, ' aċt mo raṫ féin is mo ġaisce. Ní ṫaḃarfa mé fearann diḃ ; aċt bainiḋ féin fearann amaċ ḋíḃ féin.'

3. D'imṫiġeadar leis sin ċun siubail, agus níor stad-adar a dtriúr gur ṡroiseadar faiṫċe an Ḃroġa ar an mḂóinn. Do ċuireadar fúta san áit sin, agus gan éinne eile ar a gcuideaċtain.

' Cadé ḃur gcoṁairlese anoċt ? ' arsa Ruiḋe lena ḃeirt dearḃráṫar.

' Isé ár gcoṁairlene,' ar siadsan, ' troscaḋ ar Ṫuaṫa Dé Danann, ' dḟonn raṫ críċe agus fearainn dḟaġáil uaṫa, agus ollṁaiṫeas saoġlta.'

Ḃa ġéarr n-a ḋiaḋsan fo ḃfeacadar ċúċa an t-óġánaċ suairc soineanta. Do ḃeannuiġ sé do ṁacaiḃ ríoġ Éireann, agus do ḃeannuiġeadar san dó.

' Cad as duitse, a ḟir óig ? ' ar siadsan, ' nó cár ġaḃais ċugainn ? '

' As an mbruġ san annsan dam,' ar seisean.

' Cadé an ainm atá ort, let toil ? ' ar siadsan.

' Boḃ Dearg, mac an Daġda,' ar seisean. ' Do foillsiġeaḋ do Ṫuaṫa Dé Danann go dtiocfaḋ siḃse ag troscaḋ orta anoċt dḟonn fearann agus ollṁaiṫeas dḟaġáil. Gluaisiḋ oraiḃ i n-éinfeaċt liomsa, má sé ḃur dtoil é.'

4. D'éirġeadar a dtriúr n-a seasaṁ, agus do-ċuadar go léir isteaċ sa Ḃruġ. Tugaḋ biaḋ ċúċa len iṫe, aċt ní íosaidís é.

Do ḟiafraiġ Boḋḃ Dearg díoḃ cad ċuige ná híosaidís an biaḋ.

'Rí Éireann,' ar siadsan, 'ár n-aṫair féin a ḋiúltuiġ críċ nó fearann a ṫaḃairt dúinn. Níl i nÉirinn aċt dá aicme ċoṫroma. Isiad san Clanna Míleaḋ agus Tuaṫa Dé Danann. Siḃse an tarna dream acasan, agus is ċugaiḃ atáimíd tagaiṫe anois.'

Leis sin d'éiriġ Boḋḃ Dearg n-a ṡeasaṁ, agus an ḃeann buaḃaill n-a láiṁ aige:

'Bíḋ go léir nḃur dtost!' ar seisean.

5. Ṫuit ciúineas ar ṫeaġlaċ an dúin, agus ċuadar Tuaṫa Dé Danann i gcoṁairle féaċaint cad do ḃfeárr a ḋéanaṁ le clann ríoġ Éireann. Isé duine dob uaisle a ḃí ar an gcoṁairle sin ná Miḋir Mongḃuiḋe, mac an Daġḋa. Do laḃair seisean.

'Tugaimís triúr ban dóiḃ siúd,' ar seisean, 'mar is ó ṁnáiḃ a ṫagann leas nó aiṁleas na ḃfear.'

Do tugaḋ triúr inġean Ṁiḋir féin dóiḃ. Doireann agus Aoife agus Áilḃe a n-ainmneaċa sin.

'Abairse a Ḃuiḋḃ,' arsa Miḋir, 'cadé an féirín a ṫaḃrfar dóiḃ.'

'Déarfa mé é,' arsa Boḋḃ Dearg. 'Trí ċaogad mac ríoġ atáimíde annso. Tugtar trí ċaogad uinge óir ó gaċ mac ríoġ againn dóiḃ.'

Do socruiġeaḋ air sin.

6. 'Trí ċaogad culaiṫ éadaiġ uaimse dóiḃ n-a ṫeannta san,' arsa Miḋir, 'agus malairt daṫa ar gaċ culaiṫ díoḃ.'

Agus Aoḋ, mac Aoḋa na nAṁus, ó Ċnoc Árdṁulla amuiġ ar an ḃfairrge san oileán ara dtugtar Raċrainn

anois, óglaoċ de Ṫuaṫaiḃ Dé Danann do b'éaḋ é. Do laḃair seisean :

'Corn agus daḃaċ uaimse ḋóiḃ,' ar seisean. 'Agus an daḃaċ do líonaḋ d'uisce déanfaiḋ mioḋ de ; agus an sáile searḃ a ċur innti déanfaiḋ fíon de láiṫreaċ.

'Aisce uaimse ḋóiḃ,' arsa Lir Síḋ Fionnaċaiḋ, 'trí ċaogad claiḋeaṁ agus trí ċaogad sleaġ.'

'Aisce uaimse ḋóiḃ,' arsa Aongus Óg mac an Daġḋa, 'dún agus daingean agus baile ríoġḋa róṁór ; fallaí árda leis ; grianáin ġléórḋa gloiniḋe ann, agus tiġṫe móra fairsinge ; agus an dún san do ċur sa ḃall is áil leó féin idir Ráṫ Ċoḃṫaiġ agus Teaṁair.'

7. 'Aisce uaimse ḋóiḃ,' arsa Boḋḃ Dearg ; 'ceól-tóir maiṫ atá agam, darab ainm Fear Tuinne mac Troġain ; agus laoċraḋ do róġoinfiḋe do ċoḋlóiḋís lena ċeól iongantaċ. Agus ní mó is ceóltóir é do ṁuintir an dúin n-a mbíonn sé ná do luċt na tuaiṫe ná timċeall.'

Ḃí clann ríoġ Éireann trí lá agus trí oiḋċe sa Ḃruġ san na Ḃóinne.

Duḃairt Aongus leó trí huḃla a Fioḋ Omna do ḃreiṫ leó, sé sin uḃall fé ḃláṫ, agus uḃall ar dtuitim a ḃláiṫ, agus uḃall aibiḋ.

Ċuadar ċun coṁnuiḋṫe san dún san a ṫug Aongus ḋóiḃ ; agus ḃíodar céad goleiṫ bliaḋan ann nó gur cailleaḋ na ríġṫe sin. Is aṁlaiḋ a ċuadar ṫar n-ais go dtí Tuaṫa Dé Danann, de ċionn a gcleaṁnasa leó. Agus dḟanadar ann ó ṡoin amaċ.

Agus isé sin an dún gur ċuiris a ṫuairisci orm a Ṗádraig,'' arsa Caoilte.

8. Agus do ḋein Caoilte an Laoiḋ seo :

Trí tuile
tagaḋ i ndún Árd Ruiḋe :
tuile ógán, tuile eaċ
tuile míolċon mac Luiġdeaċ.

9. Trí ceólta
Do ríġṫiḃ mórḋa an doṁain :
Ceól crot, ceól tiompán amuiġ
Dórd Ḟir Ṫuinne ṁic Ṫroġain.

10. Trí gárṫa
Ḃíoḋ ann gan tráṫa tearca :
Gáir ċaoraċ ċúċa ón ḃfaiṫċe
Gáir ġraifne agus gáir earca.

11. Trí gárṫa :
Gáir a muc reaṁar leisce,
Gáir sluaiġte i ḃfaiṫċe a nDúna,
Gáir ṡúgra is raḃcán meisce.

12. Trí cnuasa
Do ḃíoḋ ann ar a slataiḃ :
Cnuas ag tuitim, cleas ba ġnáṫ,
Cnuas fá ḃláṫ is cnuas aibiḋ.

13. Triúr mac ag Luġaiḋ léaġnta,
Ḃí téarma lena mbeartaiḃ :
Ruiḋe, mac Luiġḋeaċ cliaraiġ
Eoċaiḋ is Fiaċa feartaċ.

14. Taḃrfa mé teist ar Eoċaiḋ
Ná staonaḋ i ngliaiḋ ḋeacair :
Ní ḃíoḋ riaṁ gan ċeólta ġnáiṫ
'S ní ḃíoḋ tráṫ gan ċóir leanna.

15. Taḃrfa mé teist ar Ḟiaċaiġ
Nur stad a ġliaḋta taistil :
Ní ṫuiteaḋ maoiḋeaṁ dá ḃeól
bíoḋ gur b'é ba ṁór gaisce.

16. Ṫaḃrfa mé teist ar Ruiḋe—
Ċuige ṫaġaḋ trí ṫuile :
Níor ḋiúltuiġ sé duine um ní,
Agus níor iarr ní ar ḋuine.

17. Tríoċad róḟlaiṫ, tríoċad triaṫ,
Tríoċad laoċ a riaraḋ rí ;
Do b'é líon a sluaiġ céadaiġ
Tríoċad de ċéadaiḃ fá ṫrí.

## IV.—Árd Pádraig.

1. Nuair a ḃí Pádraig agus Caoilte ag siuḃal na hÉireann ṫángadar adtuaiḋ tré ṁuiġ Laoiġse do dtí Ros Cré agus tré Ċuileann Ó gCuanaċ go dtí Tulaiġ na Féinne, nó Fionntulaċ, ara dtugtar Árd Pádraig anois. Deirtar gur ar Ṫulaiġ na Féinne sin a ḃí Eóġan Leiṫdearg, mac Aonġusa, rí dá ċúige Muṁan, ar cuaird ríoġ an uair sin.

Do scaoileaḋ a puball ṫar Pádraig san áit sin, agus ṫáinig rí Ṁuṁan ċuige agus do ġlac baiste uaiḋ. N-a ḋiaiḋsan do tugaḋ breiṫ a ḃéil féin do Ṗádraig, i ndíol ar a ṡaoṫar, agus do ġluaiseadar maiṫe na Muṁan ṫar n-ais go dtí a ndúnta is a ndeaġḃailte féin.

2. "A Ċaoilte, a ċara," arsa Pádraig, "cad n-a ṫaoḃ gur tugaḋ Fionntulaċ ar an áit n-a ḃfuilmíd anois ?"

"'Neósa mé ḋuit é," arsa Caoilte. "Is as so a ċuamairne trí caṫa na Féinne, ċun caṫ Fionntráġa a ṫaḃairt. Do ḟéaċ Fionn ar an dtulaiġ n-a timċeall, agus ar seisean :

"Is fionn an tulaċ é seo.""

"Agus ca fearr ainm a beaḋ air 'ná Fionntulaċ," arsa an ċuid eile.

Agus is annsan adubairt Caoilte:

3. A tulaċ árd aoiḃinn-se
ar dtigdís fianna fionna,
ba ġnáṫ longport lándaingean
ort is gasraḋ ġlan giolla.

4. Do b'é ár gcuid le coṁaireaṁ,
ar árd na muiġe míne,
sméara sciaṁḋa sceaċóirí
cnó de ċollaiḃ Ċinn tíre.

5. Slata drise deilgniḋe
gasáin gáirleóige gile;
d'iṫimís gaċ Bealltaine
buinneáin ḃláiṫ is bárr biolair.

6. Éin as doiríḃ diaṁara
ṡroisidís fulaċt féinne,
easóg ḃreac a Bearraṁain
nid ḃreaca ó ḃeannaiḃ sléiḃe.

7. Bradáin luaṫa Lionnṁuine,
eascúin na Sionna saoire
coiliġ ḟeaḋa Ḟinnrinne
dobráin ó ḋiaṁraiḃ Ḋaoile.

8. Iascaċ mara muiriḋe
ó ċríoċaiḃ Baoi is Béirre
meadbáin Faoide fíorġluine
duileasc ó ċuantaiḃ Ċléire.

9. Snáṁ na loingse loċaiḋe
ba ṁinic le Mac Luġaċ ;
tagaimís sluaiġte is soċaiḋe
ar do taoḃ tall a tulaċ.

10. Mise is Oisín árdċlúṁail
téiġmís i gcorpaiḃ curraċ ;
fuartas gáiḃte glasṁara
a timċeall tonn is tulaċ.

## V. Feart Ċaoil.

1. Sa ċoṁráḋ a ḃí ag Pádraig le Caoilte ag Árd Pádraig d'innis Caoilte scéal eile :

" Is ón áit seo do-ċuamairne an Ḟiann," arsa Caoilte, " ċun Cat Fionntráġa a taḃairt. Nuair a ḃíomair ar an mbótar do ċonncamair ċuġainn óġánaċ de ṁuinntir Ḟinn gur b'ainm dó Caol, Caol cróḋa Ó Neaṁnainn.

' Cad as gur tánġais, a Ċaoil ? ' arsa Fionn leis.

' Ó Ḃruġ na Bóinne aḋtuaiḋ,' arsa Caol.

' Cad a tug annsan tu ? ' arsa Fionn.

' Cainnt a b'áil liom a ḋéanaṁ le Muireann ingean Deirg, lem buime féin,' arsa Caol.

' Cad uime ? ' arsa Fionn.

' Leannán siḋe agus sonuaċar a taiḋḃríoḋ dam trím aisling,' arsa Caol ; ' agus b'í sin Créiḋe ingean Ċairbre, inġean ríoġ Ċiarraiġe Luaċra.'

2. ' Ná fuil ḟios agat, a Ċaoil,' arsa Fionn, ' gurab i sin an mealltóir mná is treise ar ḃantraċt na hÉireann, agus gur beag seóḋ uasal san tír nár ḃréag sí ċúiċi féin ? '

' Ḃfuil ḟios agatsa, a Ḟinn,' arsa Caol, ' caḋé an

coimġeall a ċuireann sí ar an nduine a ṫéiġeann dá hiarraiḋ ? '

'Agamsa atá fios,' arsa Fionn ; 'an té go mbeaḋ an ḟilíoċt aige, duan do ċeapaḋ dí, agus tuairisc ar a cornaiḃ is ar a copánaiḃ, is ar a ríṫiġ mór.'

'Tá san ullaṁ agamsa dí,' arsa Caol, 'mar fuaireas buaḋ na filíoċta ó Ṁuirinn, óm buime féin.'

3. Do ṫréiġeamair dul díreaċ fé ḋéin an ċaṫa don iarraċt san, agus do ġaḃmair ar leaṫtaoiḃ tar cliaṫánaiḃ cnoc agus cairrgeaċa gur ṡroiseamair Loċ Cuire i n-iarṫar na hÉireann. Ṫángamair go dtí dorus an leasa agus do ġaḃmair an dórd fiansa le crannaiḃ ár sleaġ.

Ṫáinig Créiḋe amaċ ċun cainnte linn, agus trí ċaogaḋ de ṁnáiḃ áille n-a cuideaċtain. Do ḃeannuiġ sí ḋúinn agus dfiafraiġ d'Ḟionn cadé an toisc a ṫug ċúċa sinn.

'Ċun cleaṁnas a ḋéanaṁ duitse,' arsa Fionn.

'Cia leis ?' ar sise.

'Le Caol cróḋa Ó Neaṁnainn, le mac ríoġ Laiġean,' arsa Fionn.

'Do ċualamair a tuairisc,' ar sise, 'aċt ní feacamair riaṁ é. Ḃfuil mo ḋuan aige ḋam.'

'Tá,' arsa Caol.

Ṫáinig sé i láṫair agus do ġaiḃ an duan so :

I.

4. Turus agam Dia hAoine,
turus fir le fiorċaoine,
go tiġ Créiḋe—aistear cruaiḋ—
le huċt an tsléiḃe a n-oirdtuaiḋ.

5. Tá i ndán dam féin mo ḋul ann,
go Créiḋe ag Cíoċaiḃ Anann,
is ḃeiṫ n-a dáil fá ḋeacraiḃ
ċeiṫre lá agus leaṫṡeaċtṁain.

6. Aoiḃinn an tiġ aici atá ;
ḟir ann is mic agus mná,
draoiṫe maiṫe agus luċt ceóil,
an dáileaṁ is an dóirseóir.

7. Sluaiġte giollaí scuir gan sceimnt,
agus rannairí le roinnt,
tá, 's a gcumus san uile,
ag Créiḋe ḟinn ḟoltḃuiḋe.

8. Dob aoiḃinn damsa n-a dún
a leabṫaċas is a ċlúṁ ;
dá mb'áil le Créiḋe é, do clos
gur ḃ'aoiḃinn ann mo ṫurus.

III

9. Soiṫeaċ aici le suġ suḃ
dá ndaiṫtear a maili duḃ ;
daḃċa braċa agus deasca,
copáin aici is caoiṁ-eascra.

10. A dún sin ar ḋaṫ an aoil,
brailíní ann, luaċair ċaoin,
síoda ḟairsing is brat gorm
is deargór ar gaċ glanċorn.

11. A grianán ag loċ Cuire
airgead is ór é ar ġluine,
is tuiġe a dín gan doċma
d'eitiḃ donna is deargcorcra.

12. Ḋá ursain uaine do-ċír
is coṁla nár ḃḟeárr ag ríġ ;
d'airgead ó ċreaċaiḃ, ba ċlos,
do deineaḋ a ḟordorus.

13. Caṫaoir Ċréiḋe dod láiṁ ċlé
isí is suairce 's is suairce,
Clúdaċ uirṫi d'ór Ealpa
' s í ag cosaiḃ na caoiṁleabṫa.

14. Leaba ṡolusṁar aoiḃneaċ
atá os cionn na caṫaoireaċ,
do deineaḋ ag Tuile ṫóir
d'ór ḃuiḋe is de líġ luaċṁoir.

15. Leaba eile dod láiṁ ḋeis
d'ór is d'airgead gan eisleis ;
a dallóga ar ḋaṫ an ḃuġa
ar sileaḋ de ṡlait ċriaḋuṁa.

16. An teaġlaċ atá n-a tiġ
is ḋóiḃ is aoiḃne ar biṫ ;
ní glas ná ní caol a mbruit ;
is cas 's is fionn a n-órḟuilt.

17. Do ċodlóidís fir ġona
fána dtaoscaiḃ tromḟola
le héanaiḃ siḋe ag siansán
ar ḃórdaiḃ a glainġrianáin.

18. Má ḃímse buiḋeaċ ḋem luaċ
ó Ċréiḋe ḋá nglaoḋann an ċuaċ,
's liaiḋe a ṁairfiḋ a laoiṫe
i ċóiṁlíonaḋ a comaoine.

19. M'iarraċtsa má ṫaitneann lé
ní ċuirfe sí me ar cáirde,
aċt ḋéarfa sí liom aḃfus :
' ḋé ḃeaṫasa do ṫurus ! '

## III.

20. Céad troiġ atá i dtiġ Ċréiḋe
ón ċúinne gruig a ċéile,
is fiċe troiġ, is follus,
i leiṫead a ḋeaġḋorus.

21. Ġá ḋíon tuas isé is tuiġe
sciaṫáin éan gorm is buiḋe ;
a falla toir ag tobar
is gloine 's is carmogal.

22. Ċeiṫre huaiṫni fá'n leabaiḋ
d'ór is d'airgead ċóṁ-eagair ;
seód gloine ar ċeann gaċ uaiṫne ;
ní hiad is cinn anṡuairce.

23. Daḃaċ ann—éiric flaṫa—
a ṡileann suḃ soḃraċa ;
crann uḃall os cionn na daiḃċe,
's is líonṁar a ṫromṫoirṫe.

24. Nuair a líontar corn Ċréiḋe
de lionn na daiḃċe déine,
tuitid san ċorn go ceart
ċeiṫre huḃla i n-éinḟeaċt.

25. An ceaṫrar aduḃraḋ tuas
gaḃaid ag freastal ar luas
tugaid don ċeaṫrar anunn
deoċ gaċ fear is fionnuḃall.

26. An té gá bḟuil sin uile,
idir tráiġ agus tuile,
rug sí i gcríoċaiḃ Fáil na mbeann
an ċraoḃ ó ṁnáiḃ na hÉireann.

27. Laoiḋ ḋi seo, agus ní spré ċas
ná aṁrán le bréag baḋ ṗras
do Ċréiḋe ċóraiġ a ḃfus
gura geal léi mo ṫurus.

28. "Annsan," arsa Caoilte, "do pósaḋ an lánaṁa, agus ḃíomairne, an Ḟiann, ann ar feaḋ seaċtṁaine gan easbaiḋ bíḋ ná diġe orainn, ná buairt sa tsaoġal, aċt imṡníoṁ a ḃeiṫ ar Ḟionn i dtaoḃ na hallṁuraiġ a ṫeaċt i dtír ag Fionntráiġ. Do ḃronn Créiḋe trealläṁ is éide caṫa ar gaċ duine againn, agus annsan d'ḟágamair slán agá ċéile.

'Tagaḋ an ḃean i n-éinfeaċt linn,' arsa Fionn, 'i dtreó go mbeaḋ fios againn ciaca againn gur ṁaiṫ nó gur ṡaiṫ dó an eaċtraḋ so.'

29. Rug an ḃean stoc bó agus beiṫioċ léi ċun cóir oireaṁnaċ a ċur ar luċt otrais. Isí a ċotuiġeaḋ iad le bainne is le leaṁnaċt an faid ḃí an caṫ á ṫabairt. Is n-a tiġ a ḃídís luċt galair is easláinte na Féinne n-a luiġe. Agus fé mar do ṡáruiġ Créiḋe ar ṁnáiḃ na Féinne do ṡáruiġ a fear, Caol cróḋa, i ngníoṁartaiḃ gaisce ar ṫrí caṫaiḃ na Féinne sa ċuiṁeascar san.

Aċt ba ṁór an tionóisc a tuit amaċ dúinn an lá deirineaċ a ḃí an caṫ an siuḃal. Do lean Caol a ċéile coṁraic amaċ san ḃfairrge, agus lena linn sin ṫáinig tonn uaṫḃásaċ isteaċ agus do ḃáiḋ sí é. Agus ḃí ainṁiṫe éigciallaċa agus coṁṡaoġal aca leis, mar fuaradar bás dá ċuṁaiḋ.

30. An tonn a ḃí amuiġ ṫáinig sí isteaċ, agus tug sí corp Ċaoil isteaċ ar an an dtráiġ léi. Agus ṫáinig a ḃean agus maiṫe na Féinne, agus rugadar leó an corp go dtí an tráiġ deisceartaċ, ar an dtaoḃ teas d'Ḟionn-tráiġ. Agus Tráiġ Caoil is ainm don tráiġ sin ó ṡoin.

Ḃí Créiḋe gá ċaoineaḋ annsan agus duḃairt: 'Cadé an ċúis ná faiġinnse bás de ċuṁaiḋ mo ċéile nuair atáid na hainṁiṫe féin ag faġáil báis dá ċuṁaiḋ.'

Agus duḃairt sí an laoiḋ seo:

31. 'Géiseann cuan
tar buinne ruaḋ Rinn dá Ḃarc;
báṫaḋ laoiċ Loċa dá Ċonn
isé a ċaoineann tonn le traċt.

32. Screadann corr
i seisceann Droma dá Ṫréan;
isí sin ná coisceann buan
an mada ruaḋ 's é ar tí a héan.

33. Is truag 'n caoiḋ
do-ní an smólaċ i nDruim Ċaoin,
's suairce 'ná san an scol
do-ní an lon i Leitir Laoiġ.

34. Is truag 'n tréis
do-ní an daṁ i nDruim dá Léis;
marḃ eilit Droma Sileann
búireann Daṁ Dileann dá héis.

35. Is saoṫ leam
bás an té ba ċneasta leam,
mac na mná a Doire dá Ḃos
do beiṫ is cros féna ċeann.

36. Saoṫ liom Caol
do beiṫ i rioċt ṁairḃ lem ṫaoḃ,
tonn do ṫeaċt tar a ṫaoḃ geal,
's gur ḃ'é ba ṁear greann is aoḃ.

37. Is truaġ 'n ġáir
do-ní tonn mara le tráiġ
ó báḋaḋ an fear sultṁar saor
sáiṫ liom Caol do ḋul n-a ḋáil.

38. Is truaġ 'n fuaim
do-ní an tonn leis an tír ṫuaiḋ,
ag bualaḋ fén gcarraig caoin,
ag caoineaḋ Ċaoil d'imtiġ uainn.

39. Is truaġ 'n treas
do-ní an tonn leis an tír ṫeas;
uċón, tá deire lem ré
is miste mo ġné is mo leas.

40. Siansán bróin
do-ní tonn ċóir Ṫolċa Léis;
ní ṁaireann agamsa searc
ón scéal ḃeaċt im ċluais do ġéis.

41. Ón uair do báḋaḋ mac Criomṫain,
ní ṁaireann cumann dá éis;
is 'mḋó laoċ tuit lena láiṁ,
a sciaṫsan lá an ġáiḋ níor ġéis.'

42. Leis sin do ṡín an ḃean ar ṫaoḃ Ċaoil, agus fuair sí bás dá ċuṁaiḋ. Do cuireaḋ i n-aonuaiġ iad. Agus is mise," arsa Caoilte, "do ṫóg an ċloċ atá os cionn na huaiġe sin. Agus Feart Ċaoil is Ċréiḋe a tugtar air ó ṡoin."

"Tarr slán, a Ċaoilte," arsa Pádraig; "is taitneaṁaċ an scéal é sin. Ca ḃfuil Ḃrógán scríḃneóir?"

"Annso," arsa Ḃrógán.

"Scríḃse ḋúinn gaċ ar innis Caoilte," arsa Pádraig. Agus do scríoḃaḋ é.

## VI.—Laoiḋ na Seilge.

1. Ina dtráċtar mar do liaṫuiġ Fionn de ḃeascaiḃ mná de Ṫuaṫa Dé Danann darḃ ainm Maoluaċra, do ḃí i ngráḋ leis. Agus do ḃí deirḃsiúr aici mar an gcéadna, darḃ ainm Áine, tug gráḋ éagṁaiseaċ d'Ḟionn agus ba ġeis dise gan fear liaṫ do ṗósaḋ. Agus do ċuir Maoluaċra fá deara do ḋraoi de Ṫuaṫa Dé Danann loċ draoiḋeaċta do ḋéanaṁ ar Ṡliaḃ gCuilinn, ionnus go raiḃ do ḃuaḋ aige go liaṫfaḋ gaċ duine do raċaḋ do ṡnáṁ san loċ. Agus ba ḋís ingean do Ċuileann Ċuailnge iad araon. Oisín atá ġá innsint o dPádraig:—

### Oisín:

2. Lá dá raiḃ Fionn na ḃflaiṫ
Ar an ḃfaiṫċe i nAlṁain úir,
Do ċonnairc ċuige insan ród
Eilit óg ar léim lúit.

3. Do ġlaeiḋ ar Sceólang is ar Ḃran,
Is do léig fead orta araon;
Gan ḟios do ċáċ san tsliaḃ
Do lean go dian an eilit ṁaol.

4. Ni raiḃ le Fionn aċt a dá ċoin
Mac an luin agus é féin,
I gcoṁdáil na heilite go dian
Go Sliaḃ gCuilinn na rian réiḋ.

5. Ar ḋul don eilit fán sliaḃ
Is Fionn n-a diaiḋ 's a ḋá ċoin,
Níor ḃ'ḟeas dó soir seoċas siar
Cár ġaiḃ an fiaḋ as an gcnoc.

6. Do ġaiḃ Fionn soir go dian
'S a ḋá ċoin siar ar lúṫ ;
'S a Pádraig, nár ṫruaġ le Dia
Mar ṫugadar a dtriar a gcúl !

7. Do ċuala Fionn, 's níor ḃfada uaiḋ,
Bean ar ḃruaċ an loċa ag caoi :
Is ann do ḃí an macaoṁ mná
Do ḃfeárr cáil dá ḃfeaca 's gnaoi.

8. Ba ḋeirge a gruaḋ 'ná an rós ;
Do ḃí a beól ar ḋaṫ na gcaor ;
A cneas cailce mar an mbláṫ
'S a leaca bán mar an aol.

9. Ar ḋaṫ an óir do ḃí a folt ;
Mar réalta seaca a ruisc do ḃí ;
'S a Pádraig, dá ḃfeicteása a dreaċ
Do ḃéarfá do ṡearc don ṁnaoi.

10. Nár ḟagadsa aṁarc Dé úd
Ná seilḃ dún na naoṁórd,
Go mb'ḟeárr liomsa páirt na mná
'Ná an flaiteas úd dfaġáil go deó.

**PÁDRAIG :**

11. Ná habair sin, a ḟir léiṫ,
Liomsa níor spéis a páirt ;
B'ionṁuine liom flaiteas Dé,
A ṡeanóir, 'ná scéiṁ na mná.

### Oisín :

12. Dar mionna do leaḃair báin,
Dar fearta is dar páis do ḃaċal,
Gur ġile liom páirt ón ṁnaoi
'Ná tusa agus Rí na bflaiṫeas.

### Pádraig :

13. Gráin ort ! ní saṁla Críost
Le hionnṁus fíor an tsaoġail.
Is neaṁní an doṁan 's a bfuil ann,
Idir ṁaiṫeas is dream, aċt Dia féin.

### Oisín :

14. Baḋ neaṁní liom do Ḋia ;
Baḋ neaṁní liom do ċliar i gcill ;
Baḋ neaṁní liom tusa agus flaiṫeas,
Seoċas gráḋ a ṫarraing ón ṁnaoi.

15. A Ṗádraig, géillse dom ġlór ;
A dreaċ 's a clóḋ dámaḋ aṁarc díḃ
Go dtréigfá do ḃaċal is do leaḃar bán
Ar annsaċt is ar ġráḋ ón ṁnaoi.

### Pádraig :

16. A Oisín, ná bí dá luaḋ—
A dreaċ, a snuaḋ ná a gnaoi ;
Ní tréigfinnse ar a cumann go bráṫ
Ná ar ṁaiṫeas do bfearr 'ná ceaċtar díoḃ.

### Oisín :

17. Do tréigfá Mac Dé 's a ċliar,
Flaiṫeas na bfial is glór na gclog,
T'altóir is siansán na salm
Do leaḃair is do ḃaċal dá n-iarraḋ ort.

### Pádraig:

18. Is truaġ, a ṡeanóir gan ċéill,
Adeir go dtréigfinn Mac Dé bí
Agus seilḃ an ḟlaitis neaṁḋa
Ar annsaċt mná is neaṁní.

19. A ṡeanóir atá ar baois
Ná cluinim coiḋċe tu ġá luaḋ,
Go dtréigfinn ar annsaċt ṁná
An ḃeata úd atá bioṫḃuan.

### Oisín:

20. Do ṫréigfinnse, a Ṗádraig nua,
Mac Dé atá ṫuas go hárd,
Tusa agus an ċliar gan ġreann,
Ar ṁaise is ar annsaċt ṁná.

### Pádraig:

21. Is doiliġ liom fáṫ do rúin,
Is ní hionṁuin liom do ġlór;
Is eagal liom go leanfaid iad
Go huaiġ na bpian, a ṡeanóir.

### Oisín:

22. A Ṗádraig do ṫuarais an t-olc—
Labair is noċt do ġlór;
Cia hiad a leanfad, mar luaḋair,
Go seilḃ uaġna an dobróin?

### Pádraig:

23. Leanfa tú Fionn 's an Ḟiann;
Is n-a ndiaiḋ atá do ṫriall, mo ḋóiġ;
Go dúnárus na ndeaṁan ndúr
Mar a mbeir fá ṗuḋair i ngaċ ló.

OISÍN :

24. Ná tabair aiṫis don Ḟéinn
        Ar son beiṫ i ngéiḃionn dóiḃ ;
    Níor ċomórtas dóiḃ do Ḋia
        Ná fós do ċliar is leaṁ glór.

PÁDRAIG :

25. Fá luaḋ annsaċt na mná,
        A Oisín, táirse gan ċéill ;
    Fág fós iomráḋ na bḞian
        Is lean dúinn go fial ar do scéal.

OISÍN :

26. Do ḋruiḋ Fionn ag iarraiḋ scéal
        Ar ṁnaoi ṡéiṁ na gcuaċ n-óir,
    Is do ḟiafraiġ den ġnúis ġloin :
        " An bfeaca tú mo ċoin sa tóir ? "

27. " Ad ṡeilgse ní'l mo spéis,
        Is ní ḟeaca mé do ċoin ;
    A rí na Féinne gan táir,
        Is measa liom fáṫ mo ġuil."

28. " An é do ċéile do fuair bás,
        T'inġean bláiṫ nó do ṁac ?
    Cad é an fáṫ a bfuil tú ag caoi
        A ainnir ċaoin is míne dreaċ ?

29. Nó cad as a bfuil do brón
        A ainnir óg na mbas mín ?
    Nó an féidir t'furtaċt," ar Fionn ;
        " Is dubaċ liom tu beiṫ mar ċím."

30. "Fail óir do ḃí ar mo ġlaic"
Do ráiḋ ríoġan na mbas réiḋ,
"Do tuit le fána na sreaḃ
Sin an fáṫ do ḃeir me i bpéin.

31. Geasa ná fuilngid fíorlaoiċ
Cuirim ortsa, a rí na ḃfiann,
An fáinne arís do ṫaḃairt ṫar n-ais
Do tuit le fána na sreaḃ ndian."

32. Níor ḟuiling Fionn cur na ngeas,
Gur ċuir de a raiḃ féna ċneas ṁín;
Do ċuaiḋ de ḃruaċ an loċa do ṡnáṁ
Ar furáileaṁ ṁná na rosc riġin.

33. Do ċuarduiġ sé an loċ fá ċúig
'S níor ḟág ann cúil ná eanaċ,
An fáinne arís go ḃfuair ṫar n-ais
Do ċaill ríoġan na ngruaḋ ndearg.

34. Ar ṡíneaḋ an ḟáinne don laoċ
Sular ṫáinig sé go bruaċ,
Do ḋin seanóir críona liaṫ
De ríġ na ḃfiann, cé gur ṫruaġ.

35. Do ḃíomairne, fianna Ḟinn,
I nAlṁain aoiḃinn na ḃfleaḋ séiṁ
Ag imirt fiṫċille agus ag ól,
Ag cloistin ċeóil 's ag bronnaḋ séad.

36. Duḃairt Caoilte mac Rónáin
I gcósáird do gaċ fear:
"Cár gaiḃ mac Cuṁaill féil
Na gcóiṁreaċt séiṁ is na sleaġ?"

37. Dubhairt Conán mac Mórna :
   " Ní chuala riamh ceól dob aoibhne ;
Mac Cumhaill, má tá ar iarraidh,
   Go raibh amhbliadhna, a Chaoilte !

38. Mac Cumhaill má teasta uait,
   A Chaoilte chruaidh na gcos gcaol,
Glacaim chugam ar mo láimh
   Os cionn chách mar rígh me féin ! "

39. Do bhíomair an Fhiann fá bhrón
   I dtaobh ceann ar slógh do beith 'ár ndíth,
Cé gur mhuidh orainn gean gáire
   Is dúinn dob ádhbhar beith ag caoi.

40. Gluaisimídne as Almhain amach,
   Buidhean chalma na gcath gcruaidh,
Ar lorg a dá chon agus Fhinn,
   Triúr grinn do beireadh buadh.

41. Mise agus Caoilte a bhí ar dtúis,
   'S an Fhiann uile go dlúth ár ndáil,
Go Sliabh gCuilinn ó thuaidh
   Mar rugamar buadh ar chách.

42. Féachaint dá dtugamair toraimn
   Insan lorg do bhí dian,
Chonncamair, ar bhruach an locha fá bhrón,
   An seanóir mór agus é liath.

43. Do chuadhmair uile n-a dháil,
   Is chuirfeadh sé gráin ar gach fear
Cnámha loma do bhí críon
   Ag an bhfear 'nar ceileadh gnaoi is gean.

44. Do ṡíleas féin gurab easba bíḋ
Ṫug ar an laoċ a ḃeiṫ gan ċruṫ,
Nó gur m' iascaire a ḃí sé
Ṫáinig i gcéin le sruṫ.

45. Do ḟiafraiġeas ḋen ḃfear ċríon
An ḃfeaca laoċ ba ġeal cruṫ
Ag seilg roiṁe san ród
Eilit óg agus dá ċoin.

46. Níor ṫug seisean freagra dúinn ;
Do luiġ taom ar ḟlaiṫ na ḃfiann ;
Do ḃí sé éagcaoineaċ duḃaċ,
Gan léim, gan lúṫ, gan riṫ, gan rian.

47. Níor ṁeas sé a innsint dúinn
Gurab é Fionn do ḃí ann,
Nó gur léig a rún le Caoilte,
Fear i ngníoṁaiḃ do ḃí teann.

48. Nuair a fuaramair dearḃ an scéil
Gurab é Fionn féin do ḃí ann,
Do léigeamar trí gárṫa grod
Do ċuirfeaḋ bruic as gaċ gleann

49. D'éiriġ Conán Maol go borb
Is do noċt a ċolg go dian ;
Do ṁalluiġ sé Fionn go beaċt
Is do ṁalluiġ fá ṡeaċt an Ḟiann.

**CONÁN :**

50. " Dar do láiṁse féin, a Ḟinn,
Ḃainfeaḋsa ḋíot do ċeann,
Ó's tu nár ṁaoiḋ mo ġníoṁ
Ná mo ġaisce riaṁ i n-am.

51. Isé m'aonloċt ar do ċruṫ
Gan an Ḟian uile ḃeiṫ mar ṫáir,
Go ndeargainn mo ṡleaġ is mo lann,
Go dtagaḋ leam do leaċt 's do lá.

52. Ón lá tuit Cuṁall na gcliar
Le mac Mórna na sciaṫ n-óir,
Níor scarais ó ṡoin aċt ar ár dtí,
'S an méid do ṁair dínn ní ded ḋeóin."

**OSCAR :**

53. Mura mbeaḋ an rioċt n-a bfuil Fionn
'S gur puḋair linn é ḃeiṫ mar atá,
A Ċonáin Ṁaoil atá gan céill,
Do ḃrisfinn féin do ḃéal go cnáṁ.

**CONÁN :**

54. Nuair ná maireann Goll im ḋáil,
Fear gan scáṫ i gcoṁrac críoċ,
Féaċam araon os coṁair ċáċ
Neart ár láṁ agus ár ngníoṁ !

55. Is beag mo spéis id ġlór
A ṁic Oisín ba ṁór baois,
'S naċ raiḃ do ṁaiṫ i bFionn féin
Aċt cogaint a ṁéir go smaois.

56. Is sinne féin do ḋeineaḋ an gníoṁ
'S ní hiad Clanna Baoiscne bog ;
A Oscair, léig dod ráiṫiḃ baoise
Ní glór a ḋearḃuiġeann aċt gníoṁ grod.

57. D'éirig Oscar an aigne mir
'S do rit Conán i measc cáċ ;
Do ċuir a ċoimirce ar an bféinn,
Furtaċt air ó péin an báis.

58. Do éirgeamair uile de preib
Ag cosc Oscair na n-arm n-áig,
Idir Ċonán Maol is mo ṁac
Gur ċeanglamair sit agus páirt.

59. Dar mo láiṁ a ċléirig na gclog,
Dar do láiṁse, 's ní dolaid oram,
Ní bead cluig id ċill ná cliar
Dá mbead Oscar na bfiann im foċair !

60. An uair d'aitin Conán é,
Dá mbead Dia féin ar a deasláiṁ,
A Pádraig an ċreidiṁ ċruaid,
Dob eagal dó guais an báis !

## PÁDRAIG :

61. Gaċ baois dá luaidtear leat
A Oisín na gcreaċ, bad ċead linn,
Aċt aṁáin t'aitis ar Dia
Ler tuiteadar fianna Ḟinn.

## OISÍN :

62. Is fuat liomsa tusa 's do Ḋia ;
Is fuat liom do ċliar ag gláiṁ ;
Ní tabrfainn a ċead duit ná dóib
Ḃeit go deó gá iomċáin.

### PÁDRAIG :

63. Lean air ḋúinn anois mar ar tréigis
Ar aiṫris éaċtṁair ṡeilge Ḟinn ;
Tá Oscar go fann fá ġruaim,
Cé gur ċruaiḋ a neart 's a ġníoṁ.

### OISÍN :

64. Do ḟiafraiġ Oscar go pras
De ṁac Cuṁaill na n-arm n-áir :
" Cia ċuir as do ġnáṫċruṫ tu ?
Nó, an ḃfuil leiġeas do ġeas le faġáil ? "

65. " Inġean Ċuilinn," do ráiḋ Ḟionn
" Geasa am ċionn do ċuir sí
Dul de ḃruaċ an loċa do ṡnáṁ
D'iarraiḋ fáinne do ṫuit síos."

66. " Nára slán sinne ón gcnoc,"
Do ráiḋ Conán nár ḃ'olc méin,
" Go n-íocfaiḋ Cuileann gan ṁoill ḋúinn
Mura gcuirfiḋ Ḟionn n-a ċruṫ féin."

67. Ċruinniġeamairne anoir 's aniar
Is ċuireamair ár sciaṫa faoi go deas,
Go Sliaḃ gCuilinn ó ṫuaiḋ
Go rugamair Ḟionn ar ġuailliḃ fear.

68. Ar feaḋ cúig n-oiḋċe agus cúig lá
Do ḃí an Ḟiann gan spás ag toċailt an tsíḋ,
Nó gur éiriġ Cuileann Ċuailnge
As an uaiṁ de ṗreib aníos.

69. Ar dteaċt aníos do Ċuileann cóir,
Is corn deargóir n-a láiṁ,
Ṫug deoċ do ríġ na bḟiann
A ḃí ar an sliaḃ go tinn tláṫ.

70. Nuair do ġlac Fionn an deoċ is d'ól,
Is é n-a luiġe ar ḟód go fann
Ṫáinig a ċruṫ féin 's a ġné
Ar ríġ na Féinne 's na n-eaċ seang.

71. Do ṫaitn liomsa is leis an bḞéinn
Daṫ na léiṫe ḃeiṫ ar a ḟolt;
Is duḃairt Fionn le Cuileann caoiṁ
Gur ṁaiṫ leis é ḃeiṫ air.

72. A Pádraig na mbaċall mbán—
Dar do láiṁ ní ċanaim bréag—
Do bḟearr linn 'ná flaiṫeas d'ḟaġáil
Fionn n-a ṡláinte ḃeiṫ 's n-a ġné.

73. Uċ is duḃaċ me i ndiaiḋ mo ríoġ
'S i ndiaiḋ na laoċ do ḃí garg;
A Pádraig, is gann fán mbiaḋ,
Sin mar dein an Ḟiann an tSealg.

74. Mise Oisín truaġ mac Ḟinn
I dtuirse ċroiḋe ag coṁaireaṁ ċloċ;
Pé uair a ġeiḃim an greim
Is fada arís go bḟaġaim an deoċ.

## VII.—Cnoc an Áir.

### Oisín:

1. Cnoc an Áir an cnoc so ṫiar,
S go lá an bráṫa biaiḋ dá gairm;
A Pádraig na mbaċall mbán
Ní gan fáṫ a tugaḋ an t-ainm.

2. Do triall annsúd ar an bḟéinn
Oscar is Aoḋ beag n-a ḋáil ; .
Dob ionṁuine linn teaċt na ḋise
'Ná ḋá ḋtagaḋ Rí na ngrás.

3. Do ḟiafraiġ Fionn d'Oscur áiġ,
An bḟeacaiḋ táin na ngrodlaoċ ;
Dubairt Oscar go bḟeacaiḋ iad,
Is go raiḃ a n-iarraċt ar an bḟéinn.

4. Do ċaiṫeamair mar sin go lá,
'S níor laṁuiġ cáċ teaċt fá n-ár nḋéin ;
A Ṗádraig, mo scéal truag,
Níor bḟada ḋúinn gur ċruaiḋ an ċéim.

## PÁDRAIG :

5. Innis mar is cuiṁin liot
A ṁic Cuṁaill tásc an ġleó
Aiṫris, is mo ḃeannaċt ort,
Scéal fíor is ná togair gó.

## OISÍN :

6. Ní ċanaimísne an Ḟiann gó ;
Bréag leó níor saṁlaḋ riaṁ ;
Aċt le fírinne 's le neart ár láṁ
Tagaimís slán as gaċ gliaiḋ.

7. Do éirġeamair go moċ amaċ
Fianna Éireann na n-eaċ seang,
Ar an gcnoc so líon an tslóiġ—
Níor ḃ'iongnaḋ ḋóiḃ teaċt go teann.

8. Bean dob áille 'ná an grian
Do ċonnairc an Ḟiann ag teaċt sa leirg;
D'Ḟionn ṁac Cuṁaill, innsim duit,
Do ḃeannuiġ ríoġan an ḃruit deirg.

9. "Cia ṫu féin, a ríoġan," ar Fionn,
"Is áille gnúis 's is breáġṫa dealḃ;
Is binne liom fuaim do ġlóir
'Ná a ḃfuil le ceól go dearḃ?"

10. "Niaṁ Nuaċroṫaċ isé m'ainm,
Inġean Ġarraiḋ ṁic Ḋolair ḋéin
Árdrí Gréag, mo ṁallaċt air,
Do naisc me le Tailc mac Tréin."

11. "Cad do ḃeir dá ṡeaċnaḋ ṫú?
Ná déin rún orm anois;
Do ċoimircse go lá an ḃráiṫ
Gaḃaim do láiṁ ṫar a ċrois."

12. "Ní gan fáṫ do ṫugas fuaṫ;
Daṫ an ġuail do ḃí ar a ġné;
Dá ċluais, errball is ceann cait
Atá ar an ḃfear naċ maiṫ scéiṁ.

13. Do ṡiuḃluiġeas an doṁan fá ṫrí,
Is níor ḟáġas ann rí ná flaiṫ
Nár ṡireas aċt siḃse an Ḟiann;
'S níor ġeall triaṫ m'anacal air."

14. "Díonfad ṫu a inġean óg,"
Do ráiḋ mac Cuṁaill nár clóḋaḋ riaṁ,
"Nó go dtuitfiḋ ar do scáṫ
Na seaċt gcaṫa atá fám riair."

15. "Dar do láiṁse féin, a Ḟinn,
Is guais ṁór linn gur ċanais bréag,
'S an té nur ṫeit mé uaiḋ aḃfad
Gur ṫuit leis caṫ agus céad.

16. An fear mór adeirm liḃ
Isé dḟág me le fada i bpéin;
Sular nascaḋ mise leis gan ġó
Do scriosaḋ leis fá ḋó an Ġréig."

17. "Ná déin iomarḃáiḋ as a ġaisce,
A ḟolt cas ar ḋaṫ an óir,
Mar níl laoċ anois fán ġréin
Ná faiġeaḋ san ḃḞéinn fear a ċlóḋa."

18. Is geárr go ḃfeacamair ag teaċt
Fear ceann cait ba ċruaiḋ láṁ;
Níor ḃeannuiġ is níor uṁluiġ d'Ḟionn,
Aċt do iarr caṫ tar ceann a ṁná.

19. Do ċuireamair deiċ gcéad n-a ḋáil
Do b'ḟeárr láṁ do láṫair ġleó;
Duine ḋíoḃ níor ḟill tar n-ais
Gan tuitim le Tailc mac Treóin.

20. Do ċuireamair ann, is ba ċóir a ṁaoiḋeaṁ,
Gan aṁras Caoilte mac Rónáin,
Deiċ gcéad sciaṫ gorm glas
Lesna fearaiḃ cróḋa bḟeárr.

21. Deiċ gcéad taoiseaċ, naoi gcéad laoċ
Do ḃí taoḃ ar ṫaoḃ d'ár muinntir féin;
A Ṗádraig an ċreiḋiṁ ċruaiḋ
Isiad do ṫeastuiġ uainn den ḃḞéinn.

22. Do iarr Oscar cead ar Ḟionn,
Cé gur doiliġ liom é luaḋ,
Dul do ċoṁrac an tréanlaoiċ
Nuair do ċonnairc diṫ na sluaġ.

23. " Do-ġeóḃair cead uaim," ar Fionn,
" Cé gurab eagal liom do ṫuitim tríd ;
Éiriġ, is beir mo ḃeannaċt leat ;
Cuiṁniġ do ġail is do ġníoṁ ! "

24. Do ġluais Oscar, an fear áiġ
Ar a láiṁ nár cuireaḋ béim,
An laoċ oirḋearc do bḟeárr smaċt,
Go ráinig sé Tailc mac Tréin.

25. " Taḃair agaiḋ ormsa féin
A Ṫailc ṁic Ṫréin," ar Oscar áiġ,
" Is bainfeadsa díot do ċeann
I ndíol an dream so a ġoin do láṁ."

26. " Dar do láiṁse, a Oscair áiġ
Cé gur buiḋeaċ díot bárd is bean,
Beiḋ tú agamsa anoċt gan ċeann
Is beiḋ an fear fionn go leaṁ."

27. Ar feaḋ ċúig n-oiḋċe is ċúig lá
Do ḃí an dís nár ṫlát i ngleic,
Gan ḃiaḋ gan deoċ, ar diṫ ṡuain,
Gur ṫuit Tailc le buaḋ mo ṁic.

28. Do ṫógamairne trí gárṫa ós árd
Tar éis an ċoṁraic ġairḃ ġleac :
Gáir ċaointe tré a ndeaċaiḋ den ḃFéinn,
Is dá ġair ṁaoiḋte tré éag Ṫailc.

29. Niaṁ Nuaċrotaċ, mór an scéal,
Nuair do ċonnairc méad an áir,
Do ġlac náire an ġruaḋ dearg
Is do tuit sí marḃ i measc cáċ.

30. Ḃás na ríoġna, d'éis gaċ uilc,
Isé is mó ċuir ar ċáċ ;
Ar an gcnoc so d'éis an ġliaḋ
Do ḃaist an Ḟiann Cnoc an Áir.

## VIII.—Truaġ san, a Ċaoilte.

1. Oisín n-a ṡeanduine ċríona ag déanaṁ ċómḃróin le Caoilte mac Rónáin mar ġeall ar an léirscrios a deineaḋ ar an ḃFéinn, is go háiriṫe ar Ċlanna Ḃaoiscne i gCaṫ Ġaḃra :

2. Truaġ san, a Ċaoilte a ċara,
uait ba ṫana luċt luingse,
sinn do scaraḋ le ċéile
d'éis na féinne, is cúis tuirse.

3. Tuitim ṫoir i gcaṫ Ġaḃra
maiṫ ṫarla do Ṁac Luġaċ,
sara mbeaḋ an t-óg éaċtaċ
againn go déaraċ duḃaċ.

4. Aċt táimse ḟéin im ṡeanóir
go direóil d'éis gaċ caṫa ;
do imṫiġ Clanna Ḃaoiscne—
truaġ san a Ċaoilte, a ċara.

## IX.—Seilg ar Ṡliaḃ gCua.

2. Triúr laoċ do ċuaḋmair ag seilg
ar an leirg seo Ṡléiḃe Cua ;
do ḋúisíomair an daṁ donn
as Doire Donn niaṁḋa nua.

2. A leiṫéid ní ḟeaca mé
ar an ḃfraoċ so Ṡléiḃe Cua,
a ṁéid is iomad a ḃeann,
daṁ seang ag iṫe an ḟéir nua.

3. Do léigeamair ár gcoin leis ;
tángtas ag tollaḋ a ċnis ;
is níor stadaḋ ar an ḃfiaḋ
go ráinig Sliaḃ mongaċ Mis.

4. Mise ann, is Oisín beaċt,
agus Caoilte ba ċeart rún ;
agus ní raiḃ ann den Ḟéinn
ár gcómmaiṫ-ne féin de triúr.

## X.—An Cárṫann Cas.

1. A ṁuiciḋe seólam sa sliaḃ—
táimse gan biaḋ le trí lá ;
gluais róm go dtí Gleann dá Ġealt ;
tairr a ṁic, is glac mo láṁ.

2. Atá ar an dtaoḃ tuaiḋ den ġleann,
dá mbeirtí ann sinn araon,
crann darb ainm an Cártann Cas
an crann gur ṁaiṫ blas a ċaor.

3. Dá mbeiteá naoi lá gan ḃiaḋ,
deirim leat é, 's ní ciall ḃaoṫ,
go ḃfóirfí ṫ'íota is do ṫart
nuair do ċífá daṫ na gcaor.

4. Fiċe céad dúinn ar an seilg
ar an leirg fan taoḃ an ċnuic;
ní rugmair d'ḟiaḋaċ go Fionn
aċt caora an ċroinn is ḋá ṁuic.

## XI.—Guṫ Gaḋair.

1. Guṫ gaḋair ar Ċnoc na Ríoġ,
geal liom an síoḋ ara ḃfuil;
ba ṁinic linn fulaċt fiann
idir an sliaḃ agus muir.

2. Annso a ḃídís teaġlaċ Ḟinn,
gasraḋ ler ḃinn ceól na dtéad;
ba ṁór agamsa an dream mear
ṫéiġeaḋ amaċ breis is céad.

3. Dar linn dob éaċtaċ a sealg;
ba 'mḋó daṁ dearg leóṫa ar lár;
ba 'mḋó cú daṫḃallaċ dian
a ṫagaḋ sa sliaḃ n-a nḋáil.

4. Ḃran agus Sceólang le scéiṁ
a ċoin féin i láiṁ an ríoġ;
mar ba ḃreáġ le Fionn na coin,
ar a maiṫ 's a ngoil 's a ngníoṁ.

5. Cnú Deireóil i n-uċt an ríoġ,
deaġṁac luġa ba ċaoṁ cruṫ,
do ḃíoḋ ag seinm cruite d'Ḟionn
an firín fionn ba ṁór guṫ.

6. Gaċ taoiseaċ naonḃair den ḃḞéinn
do ṫagaḋ féin ċun an ríoġ
ag comṁóraḋ na sealg mór
i bfoċair slóġ ar Ḋruim Ċaoin.

7. Caogad daṁ ba líonṁar beann
ṫuiteadar leam féin, a rí,
i n-éinfeaċt le caogad torc—
aċt táim annso anoċt gan ní.

8. Longṗort ag cloinn Rónáin ċruaiḋ
ar an dtaoḃ so ṫuaiḋ den ġleann;
dob iongntaċ an fulaċt fiann
fuair an ḟiann ag bun na mbeann.

9. Clanna Mórna an ġasraḋ ṁear,
is mórán fear don taoḃ ṫeas,
minic a ċuirdís caṫ cruaiḋ
is ṫagaidís fé ḃuaiḋ as.

10. Do ċuala guṫ gaḋair deirg
ar an leirg láiṁ leis an sruṫ;
do ṁearuiġ cuiṁne mo ċinn
glór an ġaḋair is binn guṫ.

11. Mise Oisín mac an ríoġ;
is fada ó do ċríon mo ċruṫ;
bíoḋ go bfuil mo ċroiḋe tinn
ní liomsa naċ binn an guṫ.

## XII.—Fáistine Ḟinn.

1. A ḃean a laḃrann an laoiḋ
tá ḋá ní do ṫraoċ me féin ;
aisling a ṫáinig dam feaċt
's a rug uaim mo neart 's mo ċéill.

2. Tiocfa an Táilġionn tar Muir Meann
ní holc leam 's ní holc ḃeas daṁ ;
beannó' sé Éire fá ṡeaċt,
is tiocfaiḋ an caṫ caoṁ glan ;
mairfid a ḟearta go bráṫ
is béarfa sé cáċ ar neaṁ.

3. Beiḋ na leaḃair léiġinn ann
roiṁ an ngall is lena ré ;
reilge 's teampuill 'gen ríġ,
lán de ḃríġ, ní ċeilim é.
is maiṫ do gaċ duine ṫoir,
béarfaiḋ a lán go toiġ Dé.

4. Éistiḋ le fáistine Ḟinn
láiṁ leis an linn, is ná ceil :
beiḋ na cloċa aolḋa ann,
's ni fann a ḋéanfar iad sein.

5. Ni hé sin is doiliġ leam
aċt iomarca na ngall nglas,
gan ḃeiṫ ḋamsa ná ḋon Ḟéinn
aḃfus fá réim dá gcur as.

6. Annso a ḃeiḋ garaiṫe gall,
agus iomad crann dá gcur,
is luiḃneaċa dá gcur síos,
's ag teaċt aníos óna mbun.

7. Ticfaiḋ an t-árdrí aduaiḋ ;
    tabarfa sé go cruaiḋ an caṫ ;
is air a lasfaiḋ an ḟearg
    a ḟágfaiḋ go dearg an treas.

8. Éirġeóid na Gaeḋil go cruaiḋ
    ṫoir agus ṫuaiḋ agus ṫeas ;
is ciaċ liom ná be mé ar faġáil
    nuair a tabrfar gáir na bfear.

9. Teilgfiḋ an t-árdrí an ċloċ,
    's is 'mḋó oċ a beiḋ ann ;
is ciaċ liom ná be mé ar faġáil
    nuair a tabrfar gáir na ngall.

10. Ní ḟanfaiḋ gall lena ċloinn,
    ag dul n-a loing dó ṫar sáil ;
is beag díob a raċaiḋ as
    le hiomad na dtreas gan táir.

11. Fá Ṡligeaċ a ḋéanfar treas
    dá dtiocfaiḋ leas Gaeḋeal glan ;
ní beiḋ mo ċuairdse ar an áit—
    mór is diombáiḋ liom, a bean.

12. Ceann salmairí Gaeḋeal mé ;
    béarfaiḋ Mac Dé mise ar neaṁ ;
Cé go bfuaireas díob a lán
    is beag oram cáil na mban.

13. Is me Fionn mac Cuṁaill féin,
    creidim féin do Ríġ na neaṁ ;
is me an fáiḋ is fearr fán ngréin
    bíoḋ go ndearna réir na mban.

# TAGRA.

I. PÁDRAIG AGUS CAOILTE : 1. Maġ Breaġ .i. an ṁaġ nó an dúṫaiġ leiḃéalṫa idir an Life agus an Ḃóinn. Tá an taoḃ ṫuaiḋ de Ċo. Ḃleáṫ Cliaṫ ann, agus an taoḃ ṫoir de Ċo. na Miḋe. Druim deirg, seanainm ar áit éigin i Muiġ Breaġ.

Ainm iolraiḋ iseaḋ Breaġa : a ṫuiseal Ainmneaċ, Breaġa ; a ġeineaṁnaċ, Breaġ ; a ṫabrṫaċ Breaġaiḃ.

Seanársa .i. an-aosta.

Muinntir < Laid. *Monasterium.* Isé bríġ a ḃí leis sa Ġaeḋilg ar dtúis ná 'an líon a ċoṁnuiḋeaḋ i dteannta an Abaḋ sa ṁainistir. Do leaṫ a ġnáṫaṁ uaiḋ sin go dtí áiteanna eile. Deirimíd "muinntir an tiġe" agus "muinntir na paróiste" agus "muintir Ċúige Ulaḋ." Ní glanġaeḋilg, mar sin, "daoine na háite seo" a ráḋ.

Cléireaċ < Laid. *clēricus.*

Deisciobal < Laid. *discipul-us.*

2. Iongnaḋ < *in* (n̄) diúltaċ, agus *gnáth* ; *in-gnáth* .i. neaṁ-ġnáṫ. Ón aiceann tréan ar *in* do ċaill *á* a ṡíneaḋ, agus do ḋein 'ḋ' ḋen *th* ; S.Ġ. *ingnad* > iongnaḋ.

Abair < SĠ. *epir* < *ess-bir* ; tagann a ó *ad* + for. láir + *beir.*

Ġeóḃair < do ġéḃair < SĠ. *fo-géb—*, préaṁ ḟáistineaċ do *fo-gaib* : *ni fagaib* ; A.b. *fagbál* > faġáil.

Baiste, baisteaḋ, < SĠ *baitsed*, (*ts* > *st* d'iomard feaḋa), < Laid. *baptiz—áre.*

3. Ṫar claiḋe : Sa MĠ. d'ḟás séiṁiú ar *tar* i mballaiḃ aiceanta sa ċainnt. Do hoiġriġeaḋ san sa NĠ. : do ġaiḃ sé ṫairis ; ṫairis sin do pósaḋ iad ; gaḃáil ṫart. Do leaṫ an nós don Réṁḟocal féin. Ní gnáṫ séiṁiú n-a ḋiaiḋ.

Biolar : SĠ. *birar.*

Ḟoċlaċt : *brooklime.* Ġeiḃtar 'foṫlaċt' leis.

4. Deiḃiḋe Scaoilte is ainm do Ṁéidreaċt na Laoiḋe seo. Táid siad so riaċtanaċ ḋó :

(a). An Rann : ceiṫre líne.

(b). Cinnteaċt siollaḃ : seaċt siollaḃa i ngaċ líne.

(c). Rinn agus Árdrinn i ngaċ leaṫrann. Rinn, an focal deiriḋ sa ċéad líne ḋen leaṫrann ; Árdrinn an focal deiriḋ san dara líne ann. Ní fuláir siollaḃ sa ḃreis ar an Árdrinn ṫar an Rinn, ban : barrġlan ; ort : ḟoċloċt.

(d). Amus : ón Rinn go dtí a ċóiṁmead sin den ċuid deiriḋ ḋen Árdrinn, ban : bárrġlan; sgealga : broinndearga. Insan Amus ní mór ionannas gutaí agus Coṁardaḋ

9. consoiní, 'sé sin consoiní d'aonaicme. Sé aicme consoiní atá ann :

Consoiní boga, c,p,t.
Consoiní cruaiḋe, g, b, d,
Consoiní garḃa, ċ, ṗ (ḟ), ṫ.
Consoiní teanna, nn, ll, rr, m(m), ng.
Consoiní éadtroma, ḃ, ġ, ḋ, l, ṁ, n, r.
'' An ḃanríoġain '' s.

San '' Deiḃiḋe Scaoilte '' ní gáḋ comarḋaḋ na gconsoiní a ḃeiṫ róċruinn: Cm. tobair : ḋianscoṫaiġ. San Deiḃiḋe bíonn amus ó ṡiollaḃ aiceanta sa Rinn go dtí siollaḃ neaṁaiceanta san Árdrinn.

(e). Uaim : dá ḟocal aiceanta ag teaċt i ndiaiḋ a ċéile sa líne do ṫosnú ar ġutaiḃ, nó ar an gconsoin ċéadna. Cuir i gcás : Ṫobair : Ṫráiġ .i. Uaim ar t sa ċéad líne. (Ní áiríṁíotar Séiṁiú ná Uirḋuḃaḋi gcóiṁreaṁ na hU).

Ḃiolar : bárrġlan .i. Uaim ar b ; líne a 2.

Tréigeaḋ : toraḋ .i. Uaim ar t, líne a 3. Ar ṡon go dtagann an focal '' do '' eatorṫasan ní cuirtar san áireaṁ é don Uaim toisc é ḃeiṫ neaṁaiceanta. 'Iarmbéarla' iseaḋ é.

Sa ċeaṫraṁaḋ líne níl aon Uaim ar faġáil. Ḟ (.i. f séiṁ), ó ṫuiteann sé ar lár sa ċainnt ní féidir a áireaṁ san Uaim. Ní gáḋ an Uaim a ḃeiṫ ró-ċruinn don Deiḃiḋe Scaoilte seo.

Ó tréigeaḋ .i. ón uair ná fuil caiṫeaṁ ar do ḃiolar níor leigeaḋ dot ḟoclaċt fás.

5. Amaċ : a roinnt mar seo don Rinn .i. a-maċ ; isé an siollaḃ deiriḋ atá aiceanta ann, agus fágann san -maċ : ḟásaċ ḋon Rinn is don Árdrinn.

Craig .i. carraig, faill.
daiṁ sealga .i. fiaḋa fírionna ċun seilge.
Laoiġ .i. fiaḋa óga.
broinndearga .i. dearg n-a mbroinn.

6. Lí .i. daṫ.
A ġlas .i. ó ḋaṫ ġlas an uisce.

7. Dar cuireaḋ .i. gur cuireaḋ ár na féinne dá ḃárr. Dar < *de-an-ro*, Réiṁḟocal + for. Gaolṁar + ro.

8. Faṫaḋ, nó Foṫaḋ .i. Foṫaḋ Canainne Ríġḟéinniḋe ó Ċonnaċtaiḃ é sin. Ġeóḃtar tuairisc air féin is ar a '' Reicne '' ag Kuno Meyer, *Fianaigheacht* lċ. 3, ⁊rl.
Dá ḃfuair .i. go ḃfuair sé dá ḃárr.

9. Ḃla .i. máṫair Oisín (*Acallamh*, 51).
Conḟaite .i. conḟaḋ + te .i. ba ṫe a ċonḟaḋ (conḟaḋ) .i. buile an ċaṫa.

10. Ar marḃaḋ .i. tar éis iad do ṁarḃaḋ.
Aṫċumaḋ .i. leónaḋ, martraḋ.
Láingeal .i. anageal.
Garaḋ .i. Garaḋ mac Mórna.

11. Easbog : Sg *epscop* < Laid. *episcop-us.*
Seaċnall : isé do ḃeannuig i nDoṁnaċ Seaċnaill, i gCo. na Miḋe.
Sagart < Laid. *sacerd-ós.*

12. Ċuireas .i. a ċuireann, an ḟuirm ġaolṁar, aimsir Láiṫreaċ den Ḃriaṫar.
An ġeal tonn .i. an tonn ġeal i measc na dtonn.
Isé ainm atá ar a ṁéidreaċt san ná "Cumasc idir Rannaigeaċt Ṁór agus Leaṫrannaigeaċt." An méid is Rannaigeaċt Ṁór é, seaċt siollaḃa sa líne, agus focal éintsiollaiḃ n-a ċeann air .i. an ċéad líne agus an tríoṁaḋ líne. Agus an méid is Leaṫrannaigeaċt é, ċúig ṡiollaḃ sa líne agus focal éintsiollaiḃ n-a ċeann air .i. an dara líne agus an ceaṫraṁaḋ líne. Sidé a ḟormuil : 2 $(7^1 + 5^1)$.

13. Cóiṁlíonaḋ .i. an rud adeirimís é ċóiṁlíonaḋ.

II.—Eaċraḋ na Féinne. 1. Beannaċt < Sg. *bendacht* < Laid. *bene-dict-io.*
Eaċraḋ : eaċ + raḋ ; *-rad* = fuirm neaṁaiceanta ar an bpréiṁ *riad*, '*ride.*' Uaiḋ sin do leaṫ ar a ġnáṫaṁ. Ciall iolraiḋ leis an iarṁír sin anois ; cm. laoċ-raḋ, marcraḋ, gasraḋ.
Searraċ aonláraċ .i. gur ḃ'ionann "aṫair" is "máṫair" dóiḃ. Stail .i. capall fírionn.
Artúir mac Beinne Briot .i. *Arthur*, seanalaoċ na Breatan. Ainm a aṫar do réir scéaluíoċt na Breatan *Uthyr pen Dragon.* Do ḃí rí eile ar an mBreatain gur ḃ'ainm do *Beli*, agus is dóċa gur ab aiṫris air sin atá san ainm "Beinne" ṫuas.

2. Seilg Binn Éadair : ní gnáṫ sa Ġaeḋilg anois geineaṁnaċ ar an gcéad ċuid d'ainm áite. Aon ḟocal aṁáin iseaḋ an ainm áite i n-aigne an Ġaeilgeóra agus ní beag leis mar ċoṁarṫa ġeineaṁnaig an Séiṁiú. *Sealg Benne hÉdair* atá san *Acallamh.*
Do scaoileadar an Ḟiann : sluaġainm iseaḋ "Fiann," agus an briaṫar san Uiṁir iolraiḋ ag gaḃáil leis.
Idir Binn Éadair is muir : Is ionann Coṁréir dan ainm aonair tar éis "is" agus don ainm roimis : cm. Binn Éadair is muir ; idir an bfiaḋaċ is an ḟairrge.
Róḃéicig .i. árd-ḃéicig ; a Ṫaḃrṫaċ.
Ġá luaṫṁarḃaḋ .i. ġá marḃaḋ go tiuġ.

3. Bran .i. an "duḃ" ; Sceólang .i. mear, luaṫċosaċ; Aḋnuall .i. mór-nuall .i. árd a scread.
Ar láiṁ .i. gaḃṫa.

Inḃear mara Gaimiaċ: Inḃear Gaimiaċ nó Inḃear gCaimiaċ, áit éigin ar oileán na Breatan, i dtreó Binn Éadair anonn. Bḟéidir gurab é *Aberconwy* é.
Sliaḃ Lodáin ṁic Lir: is dóċa gurab ionann é sin agus *Caer Ludd* na Breatnaise, seanainm ar Londain.

4. Áireaṁ craoḃ .i. ḃíodar ċoṁ líonṁar le craoḃċa na gcrann.
Na gcruṫ mín, gein. iol.
Rann "Deiḃiḋe Scaoilte" é sin.

5. An líon: gearánaċ Doiḃriaṫraċ é sin, n-a ṫeóraimn ar "a ḃíoḋ."
Teaġlaċ .i. muinntir a ṫiġe; < **tech-shlógh.*
Fiann fírġrinn, gein. iol.
Diongḃála, gein. ar 'diongḃáil' nó 'diongṁáil' an equal a match; < **di-ind-gabál*; Sg. *do-ingaib,-dingaib,* 'repels, repulses.'
Rann 'Deiḃiḋe Scaoilte' é sin.

6. Do háirṁíoḋ, An Aimsir Ċaiṫte, Saor, ón bpréiṁ 'áireaṁ' < **ad-riomh.*
Féaċtar .i. 'cuarduiġṫar,' an Moḋ Órd. Saor.
Bánóir, a ġein.; mianaċ nó *ore* nádúrṫa a ḃíoḋ coitċianta i nÉirinn fadó. Fionnruinne a tugtaí air. Cumasc óir is airgid a ḃí ann. D'oibrítí é mar do baintí é, gan é scagaḋ.
Fiacail feasa: *a dét fis* san *Acal.*; cm. 'dent de sagesse" sa bFraingcis agus "wisdon tooth" sa Béarla. Nuair a ḃí Fionn ar daltaċas ag Finnéigeas na Bóinne iseaḋ a fuair sé buaḋ na páistineaċt. Deirtar gurab é ḃí sa tairngreaċt an *t-eo fis*, nó an bradán feasa do ḃeiṫ i Linn Féic ar an mBóinn, agus an ċéad duine a ḃlaisfeaḋ ḋe, go mbeaḋ buaḋ feasa aige. Rug Finnéigeas ar an mbradán agus ṫug sé d'Fionn é ċun é ollṁú ḋó, ġá ordú d'Fionn gan ḃlaise ḋe le linn na cócaireaċta. Nuair a ḃí an bradán tamall ar an mbior d'éiriġ clog mór air, agus ċuir Fionn a órdóg ar an gclog ċun é ḃriseaḋ. Ḃí an teas anaṫréan agus an túisce a ḃí an clog briste ag Fionn, ar eagla a scólta, do ṡáiṫ sé a órdóg isteaċ n-a ḃéal. Sin mar fuair sé an ċéad ḃlas den ḃradán, agus as san do lean buaḋ an ḟeasa ḋe.

7. Diarmaid < **di-fhormaid.*
Donnċaḋa, gein. ar 'Donnċaḋ' < **donn-* + *catus,* 'Donn-laoċ,' nó 'tréanlaoċ.'
Urċar iomroill .i. urċar ná buailfeaḋ an marc. Urċar < Sg. *erchor, irchor, aurchor,* nó *urchor,* A.b. ar *ar-cuiriur* 'caiṫim, teilgim.' Iomroll < Sg. *imroll* < *imb-ro-la* (*-ell*) 'caiṫeaṁ neaṁ-ḋíreaċ.'
Oisín: dísbeagaḋ ar 'os' .i. fiaḋ baininn.
Béal ċun iṫte .i. dá n-iarraḋ sé biaḋ.
Cosa ċun imṫeaċta .i. dá n-iarraḋ sé a scaoile ċun siuḃail.

8. Níor eitiġ .i. níor ḋiúltuiġ ; 'eiteaċ' a A.b.
A oineaċ .i. féile an ḟir sin.
Rann "Deiḃiḋe Scaoilte" é sin leis. Tá an ċéad leaṫrann 'guilbneaċ' .i. ḋá Rinn (riaṁ : Diaḋ) air, i n-ionad Rinn is árdrinn. Ní fuláir fuaim 'ḋ' sa ċainnt seo 'mo ḋóiṫin' a ṫabairt don 'ḋ' ar deire an ḟocail 'Diaḋ.'

9. Oscar < *os* + *car* (*caraim* = gráḋaim).
Raiġne < *ro-gné* .i. 'ana-ġnúis.'
Roiscleaṫan < rosc + leaṫan.
Éinċearda, gein. Éinċeard < aon + ceard (ceárduiḋe).
Tiobrabáine .i. *Taprobane* ; deirtar gurab é oileán *Ceylon* é, nó gurab ann atá. An taoḃ ṫoir den doṁan a ċiall annso.
Garraiḋe na nIospéirí .i. *Hesperides* an ball is sia siar den doṁan do réir na nGréag.
Clogad .i. caṫḃarra.
Fuaimint .i. glór, trustar ; < Béarla *foment* (?).

10. Ċeangail ; ón bpréiṁ ceangal < Laid *cingulum*.

11. Súilḟéaċaint dar ṫug .i. súilḟéaċaint desna súilḟéaċaintiḃ a ṫug G.
Docóirdeaċ .i. ballaċ, breac.

12. Pubaill < Laid. *papilio*.
Connraḋ .i. margaḋ.
D'éagaiḃ : focal iolraiḋ é sin ó ḋúṫċas ; a ainmneaċ 'éaga' ; cm. Br. *angau*.
Deiḃiḋe Scaoilte an rann san, agus an leaṫrann tosaiġ ann guilbneaċ.

13. Eaċ : d'aonṗréiṁ agus an Laiḋ *equus*.
Capall ; d'aonṗréiṁ agus Laid. *caballus*, Br. *ceffyl*.
Toirḃeart .i. bronnaḋ, gein do ḃreiṫ ; < * *to-air-bert*.
Carbad .i. cárr, cóiste ; ón bpréiṁ *carbent-.
Tarr slán .i. mo ġraiḋn tú

14. 'Deiḃiḋe Scaoilte' an laoiḋ seo. An leaṫrann tosaiġ ar ċuid desna rannaiḃ do ḃeiṫ guilbneaċ. Cm. 14, 15, 18, 19, 22, 24.
Aiṫnid dam .i. is eól dam.
Déarfaḋ .i. a gcóiṁreaṁ as diaiḋ a ċéile.
Taoiḃṡeang (taoifiong) .i. tanaiḋe ar a cliaṫán ; le 'haonaċ' a ġabann sé.

15. Coiṁċeann .i. ceann con air.
Eoċaiḋ : a gein. ; = ag Eoċaiḋ. Tá an gnáṫaṁ san ar an ngeineaṁnaċ imṫiġṫe a taiṫiġe.
Coscraċ < coscar .i. buaḋ.

16. Baḋḃ .i. fionóg, préacán.
Éirim .i. cúrsa marcaiġeaċta ; < **ess-réim*.

17. Míoḋaċ < *medic-us*.
Mairg (? mairc) .i. aineaṁ.
Scál .i. laoċ.

18. Frangcán, dísbeagaḋ ar frangc .i. frangcaċ.
Taoiseaċ scuir .i. feiṫṁiúir na ngiollaí capaill.

19. Ailbe, ingean Ċormaic ṁic Airt, bean Ḟinn.

21. Maonṁaġ, seanainm a ḃí ar an dúṫaiġ mórṫimċeall ar Ḃaile Loċ Riaċ.

22. Ná maiṫeaḋ ás dó .i. ná géilleaḋ, ná staonaḋ.
Míol .i. girrḟiaḋ (míol muiġe).

23. Gailbe .i. stuirm.
Fearr .i. bḟeárr í n-a haonar ná céad eaċ.

III. Dún Árd Ruiḋe. 1. Feasta : mar, an scéal d'innis Caoilte do Ṗádraig roiṁ an gceann so, do ṫaitn sé go mór le Pádraig.
Acṁaing (nó acfuinn) .i. coṁaċt, nó saiḋḃreas. Acṁang < *ad-cumang* ; (*cumang* SG. *con-ic,-cumaing*, is féidir le, '*is able*').
Luiġḋeaċ Ṁinn, gein. Luġaiḋ Meann ; Meann .i. oirḋeirc.

2. Raċmus < *ro-cumus*.
Cár ġaiḃ sib ċuġainn .i. cadé an treó buill a ṫángaḃair ag triall orainn.
Buime .i. máṫair altroma.
Oide .i. aṫair altroma.
Gaisce (gaisceaḋ) .i. calmaċt. Iasaċt ón Ḃreatnais é .i. *gwisgo*, 'éidiú' ; 'éadaċ, éide cogaiḋ' ba ċiall leis ar dtúis ; 'airm cogaiḋ' san tSG.

3. Bruġ na Bóinne : tá an áit sin ar ḃruaċ na Bóinne i n-aice na háite ar dtugtar *Stackallan Bridge* sa Béarla.
Tuaṫa Dé Danann : Tuaṫa, a iolraḋ ; dé, a ġein. uaṫ.; Danann, a ġein. uaiṫ.
Ollṁaiṫeas .i. maoin, saiḋḃreas.
An Daġḋa .i. aṫair na ndéiṫe do réir an Ċreidiṁ ṗágánta i nÉirinn.

4. A dtriúr .i. an triúr aca.
Ní íosaidís : Moḋ Coinġeallaċ, 3, iol.
Aicme .i. treaḃċas.
An beann buaḃaill .i. cuaċ nó corn. Beann .i. aḋarc ; buaḃall .i. *buffalo*.

5. Leas .i. tairḃte, búntáiste ; aiṁleas (aḋ-lius nó í-lius), ḋíoġḃáil, meaṫ.
Féirín .i. éadáil, bronntanas (< *fairing*).
Uinge .i. únsa (< Laid. *uncia*)

6. Aṁas .i. saiġdiúir tuarastail.
Mioḋ, gein. meaḋa : lionn a deintí fadó de ṁil.
Aisce .i. bronntanas.
Síḋ Fionnaċaiḋ : ar ṁullaċ Sléiḃe Fuaid, Co. Árdmaċa.
Gléórḋa .i. glé + órḋa.
Gloiniḋe .i. a deineaḋ de ġloine.
Ráṫ Coḃṫaiġ .i. *Rathcoffey*, tuairim is leaṫ sliġe idir Ṁuiġ Nuaḋad agus an Ċoraċoill, Co. Ċill Dara.

7. Troġain .i. caṁaoir na maidne.
Ar dtuitim .i. iar dtuitim.
Na ríġte sin .i. triúr mac Luiġḋeaċ.
Cleaṁnas .i. ceangal posta.

8. Ruiḋe .i. Rui—ḋe ; ḋá ṡiollaiḃ ann.
Míolċú .i. cú na ngirrḟiaḋ do ċluiċe.
'Deiḃiḋe gairid' iseaḋ an ċéad rann san laoiḋ seo. Tugtar 'gairid' air toisc líne gairid a ḃeiṫ ann. Nuair a ḃíonn ceann ḋá ṡiollaḃ ar an líne ġairid, fé mar atá annso tugtar 'ceinéalaċ' air. Tá an leaṫrann tosaiġ 'guilbneaċ' leis toisc ḋá Rinn a ḃeiṫ air i n-ionad Rinn is Árdrinn.

9. Dórd .i. ceól tionnlaic.
Na ceiṫre ranna san 9. 10, 11, 12, isé méidreaċt atá orṫa ná Rannaiġeaċt Ḃeag Gairid Aicleaċ. Don Rannaiġeaċt ḃeag ní mór (a) ceiṫre líne sa Rann ; (b) seaċt siollaḃa sa líne ; (c) ceann ḋá ṡiollaḃ ar gaċ líne (d) amus o Ċeann an dara líne go dtí Ceann an ċeaṫraṁaḋ líne. A ḋeilḃ do ċur mar seo : $4(7^2 + 7^2)$. Nuair a ḃíonn sé 'Aicleaċ' bíonn 'Aicill' i ngaċ leaṫrann. Isé rud é Aicill ná Amus ó Ċeann an ċéad líne go dtí focal eile (aiceanta) i dtosaċ nó i lár buill an dara líne ; agus Amus ó Ċeann an tríoṁaḋ líne go dtí focal i lár buill an ċeaṫraṁaḋ líne. Tá Aicill san rann so a 9 ó 'ceólta' go dtí 'mórḋa' san dara líne ; agus ceann eile idir -muiġ (san ḃfocal 'amuiġ') agus 'ḟir' san ċeaṫraṁaḋ líne. Amus na leaṫrann annso .i. 'doṁain' 'Troġain,' ní fuláir ḋá ṡiollaḃ a ċoṁaireaṁ dó .i. 'do-ṁain : tro-ġain.'

10. Tearc .i. gann fén mbiaḋ.
Graifne : Gein. Uaṫ. 'grafann' .i. rás capall.
Earca : Gein. Iol. 'earc' < Sg. *erc* .i. bó.

11. Leisce : a Geineaṁnaċ.
Sluaiġte : a Gein. Iol.

Raḃcán (nó 'rócán') .i. aṁrán.
Uireasḃa Aicle ar an ċéad leaṫrann annso.

12. Ar a slataiḃ .i. ar ċraoḃċaiḃ a gcrann. Uireasḃa Aicle ar an gcéad leaṫrann so leis.
Cleas .i. ní, rud.
Cnuas .i. torṫa na gcrann.

13. Ḃí téarma .i. ṫáinig críoċ ar a móirġníoṁarṫa ; téarma < Béarla *term*.
Cliaraċ .i. tugaiṫe do ċeól is d'ḟilíoċt.
Feartaċ .i. gníoṁaċ, iongantaċ.
Rannaiġeaċt Ḃeag Aicleaċ iseaḋ an rann san, agus an ċuid eile den laoiḋ ḃig seo, go dtí an rann deiriḋ.

14. Teist .i. tuairisc, teastas ; < Laid. *testio*.
Gliaiḋ : a Ṫaḃrṫaċ ; 'glia, gleo' an tAin. ; 'gliaḋ' an Gein. Uireasḃa Aicle ar an leaṫrann so.
Cóir leanna .i. Uirlisí agus aḋḃar leanna.

15. Nur stad .i. gur stad.
Gliaḋṫa taistil .i. caṫanna a ḃfad ó ḃaile.
Maoiḋeaṁ .i. (maoi-ḋeaṁ), blaḋmann.

16. Ċuige ⁊rl. = "go dtagaidís trí ṫuile ċuige."

17. Róḟlaiṫ .i. flaiṫ uasal.
A riaraḋ rí .i. go gcoṫuiġeaḋ rí iad.
Triaṫ .i. tiġearna.
Rannaiġeaċt Ṁór Aicleaċ is méidreaċt don rann so.

IV. ÁRD PÁDRAIG : 1. Laiġis .i. Co. Laoiġse nó Co. na Banríoġna. Ní raiḃ san tseanaḋúṫaiġ aċt an taoḃ ṫoir is an taoḃ ṫeas den ċonntae mar atá anois.
Cuileann Ó gCuanaċ .i. *Cullen*, tamall sliġe siar ó Ċrosaire Luimniġ ar an mbóṫar iarainn i gCó. Ṫiobrad Árann.
Breiṫ a béil féin .i. pe rud d'iarrfaḋ sé a ṫaḃairt dó.

2. Trí caṫa .i. líon trí gcaṫ, nó 'do ḃíomair trí caṫa' ; caṫ .i. sluaġḃuiḋean.
Ar an dtulaiġ .i. a Ṫaḃrṫaċ ; 'tulaċ' a Ainmneaċ ; dá Ġein. aige 'tolċa' agus ceann nua 'tulaiġe.'

3. Isé ainm atá ar ṁéidreaċt na laoiḋe seo ná "Ae Freisliġe" nó "Cró Cumaisc idir Ċasḃáirdne agus Rannaiġeaċt Ḃeag." Táid so riaċtanaċ don Ae Freisliġe : (a). Ceiṫre líne sa rann ; (b) seaċt siollaḃa sa líne (c) focal trí siollaḃ n-a ċeann ar an gcéad líne is ar an tríoṁaḋ líne ; focal dá ṡiollaḃ n-a ċeann ar líne a 2, is ar líne a 4 ; (b) Amus ó ċeann an dara líne go dtí

Ceann an ċeaṫramaḋ líne. Agus tá uaim mar ċomaoin sa ḃreis ar an laoiḋ seo. A ḋeilḃ mar seo : $2(7^3 + 7^2)$.
Aoiḃinn-se : an ḃárr (-se) atá leis sin ní mór é ċeangal leis ċun an Ceann a ḋéanaṁ suas. Sin nós atá ceaduiṫe san tsean-ḟilíoċt ; gné neaṁaiceanta ar ' seo ' an ' -se ' san.
Ar dtigdís .i. ara dtagaidís.
Fianna .i. buiḋeanta laoċ.

4. Ar gcuid .i. ár mbiaḋ.
Árd .i. talaṁ árd.
Coṁaireaṁ = co-ṁair-eaṁ (tréṡiollḃaċ).
Sceaċóirí .i. sceaċa geala.
Ceann tíre .i. i nAlbain.

5. Deilgniḋe (= deil-gni-ḋe), deilgneaċ.
Buinneáin .i. péacáin a ṫagann ar ṗlanndaí nuair a ḃíd ag tosnú ar ġaḃlú.

6. Fulaċt féinne .i. an ball n-a mbíoḋ an ċócaireaċt á ḋéanaṁ ag na fiannaiḃ.
Bearraṁain (tréṡiollaḃaċ), ball atá i n-aice le Tráiġ Lí.

7. Na Sionna : a ġein.; ' an tSionainn ' a ainmneaċ.
Ḟeaḋa (= ea-ḋa) gein. ar ' fioḋ ' .i. ' coill ' nó ' aḋmad ' : Br. *gwydd*.
Dobráin .i. coileáin an ṁadra uisce.
Ó ḋiaṁraiḃ .i. ó ḃallaiḃ iargcúlḋa. I gCo. Luimniġ atá an Daoil.

8. Muiriḋe (= mui-ri-ḋe) .i. guirt, sáile.
Baoi is Béarra .i. ar an dtaoḃ ṫuaiḋ de ċuan Beanntraiġe.
Faoide .i. oileán i gcuan Beanntraiġe.
Meaḋḃán .i. planda initte ón ḃfairrge.
Cléire .i. oileán Cléire.

9. Loċaiḋe (= lo-ċai-ḋe) .i. leaṫan mar ḃeaḋ loċ.
Soċaiḋe (= so-ċai-ḋe) .i. sluaiġte, buiḋeanta. Ainmneaċ (nó gearánaċ) tionnlaic is tuiseal do ' sluaiġte is soċaiḋe ' ; gaḃaid siad i bfuirm aidiaċta leis an ainmniḋe (I, iol.) sa ḃriaṫar ' ṫagaimís.'
A ṫulaċ : ba ġnáṫ na seanaḋuanta do ċríoċnú leis an bfocal tosaiġ, nó le cuid de do réir a leitreaċ. Isé is dóiċiġe gur ċríoċnuiġ an tseanlaoiḋ seo annso agus gur ċuir duine eile rann a 10 leis.

10. Gáiḃte (= gáife) .i. iol. ar ' gáḃaḋ.'
Glasṁara .i. óna fuaċt.
A timċeall .i. as timċeall .i. ag taisteal.

V. Feart Ċaoil. 1. An Ḟiann : Ainmneaċ Uaṫ. i gcoṁ-ḟaisnéis leis an Ainmniḋe sa Ḃriaṫar 'do-ċuamairne.'
Lem buime : cosc séiṁiúċáin tar éis 'm' ar focal a ṫosnuíonn le 'b,' 'p' nó 'm' :

'gan pinginn im póca.'
'duḃairt sé suas lem béal é'
'd'innseas dom ḃáṫair (máṫair) é.'

De ċionn ionannas Séiṁiúċáin ar 'm' agus 'b' tar éis 'mo' (mo ṁac : mo ḃuaċaill), do leaṫ gnáṫaṁ an 'b' tar éis reṁ. + 'mo' .i. lem, dom &c. ar an 'm' insna cásaiḃ céadna de ḃárr Annlaiġe (dom buaċaill : lem bac) : 'Is claoiḋfead seal lem ḃáiṫrín' a nduḃairt an Spailpín Fánaċ.
Leannán .i. múirnín.
Créiḋe inġean Ċairbre : Innistar cuid den scéal so i *gCath Finntrágha* a ċuir *Kuno Meyer* i gcló in *Anecdota Oxoniensia*. Ḃí dá ċairt aige agus i gceann aca isé ainm atá ar ḃean Ċaoil ná Ġeilġéis inġean Ṁic Luġaċ ; agus sa ċeann eile, Créith Ṡaón (?) inġean rígh Chíaraighe Lúachra.

2. An mealltóir mná .i. an ḃanṁealltóir.
Duan do ċeapaḋ : 'duan' i gCoṁḟaisnéis le 'a' atá ar lár san abairt roimis sin "agamsa atá ḟios" (= a ḟios).
Tuairisc : An Ċoṁréir ċéadna aige sin.

3. Do ṫréigeamair .i. ċuireamair suas de.
Cnoc agus cairrgeaċa : a nGein. Iol. Nuair a ḃíonn iolraḋ fada (nó dúbalta) ann is minic feiḋm á ḋéanaṁ den Ainmneaċ insna Tuisliḃ eile :

Gein. Cairrgeaċa : cairrgeaċ.
Taḃ. ar na cairrgeaċa : ar na cairrgeaċaiḃ—.

Loċ Cuire : (?) Loċ an Ċoireáin.
An Dórd Fiansa : saġas éigin stocaireaċta nó rosc caṫa. 'Fiansa' .i. Gein. ar 'fiannas' .i. fiannuíoċt.
Cadé an toisc .i. cadé an gnó nó an teaċtaireaċt.
Do ġaiḃ .i. duḃairt sé.

4. Dia hAoine a ḃíonn fáilte róm.
Le huċt an tsléiḃe .i. ar ḃrollaċ an ts. Deiḃiḋe Scaoilte a ṁéidreaċt so ; an leaṫrann tosaiġ ḃíonn sé 'Ġuilbneaċ' uaireanta.

5. Ag Cíoċaiḃ Anann .i. Dá Ċíċ Anann, nó dá Ċíċ Ḋanann.
Mo ḋul : Tuis. Ainmneaċ ag gaḃáil le "Tá." An Ċómréir ċéadna ar 'beiṫ.'
N-a dáil .i. n-a foċair.
Deacair .i. cruaḋtan.

6. An dáileaṁ .i. Oifgeaċ nó seirḃíseaċ ċun an biaḋ is an deoċ a roinnt.

7. Giollaí scuir .i. buaċaillí stábla.
Gan sceinnt .i. ná bíoḋ eagla orṫa.
Rannairí .i. dáileaṁain.

8. Leabṫaċas (= leapaċas), cóir ċodlata.
Do clos .i. do cualaṫas.

9. Suġ .i. suġlaċ.
Dá ndaiṫtear .i. gur de a daṫuítear.
Eascra .i. cuirn.

10. Luaċair: san tseanaimsir do leaṫtaoi luaċair ġlas ar úrlár an tiġe mar ċairpéidí.

11. Doċma .i. smál: <*do* + *cuma*.
Eití .i. sciaṫáin éan.

12. Coṁla .i. an doruis.
Ó ċreaċaiḃ: daoine a marḃuítí i gcaṫ do baintí díoḃ pé seóda luaċṁara airgid is óir a bíoḋ ar iomċur aca.
Ba ċlos .i. do cualaṫas.
Ḟordorus (nó ḟárdorus) < **for-dorus*, sail nó áirse os cionn an doruis.

13. Is suairce 's is suairce .i. is mó suairceas is féidir ann: aṫnasc ar ḟocal do neartú lena ḃríġ.
Ealpa .i. Sliaḃ nAlp, nó ' Alba.'

14. Tuile .i. Inis Tuile (*Iceland*); nó *Tulle* sa bḞraingc.

15. Eisleis .i. dearmad.
Buġa .i. an luiḃ ar a dtugtar *hyacinth* sa Ḃéarla.
Criaḋuṁa .i. uṁa nó copar ar ḋaṫ na criaḋ.

16. Glas .i. ar ḋaṫ nádúrṫa na holla.
Caol .i.caiṫte, ' *thread-bare*.'

17. Ġona, a Ġein. Uaṫ.; ' fir ġonta.'
Taosc .i. steall.
Ag siansán .i. ag cantain, ag ceileaḃraḋ.
Ar ḃórdaiḃ .i. ar ḃruaċaiḃ.

18. Dem luaċ .i. dem luaċ saoṫair.
'S liaide .i. is líonṁaire de: ' má ċóiṁlíonann sí a comaoine is líonṁaire de sin a ṁairfiḋ na laoiṫe a déanfar ḋi.'

19. Aḃfus .i. ar an mball so.

20. Gruig .i. go dtí; (< SĠ. *co rrici* = go sroisir).

21. A palla : 'is gloine 's is carmogal a palla.'
Carmogal .i. '*carbuncle*.'

22. Uaiṫne .i. colaṁan, piolóir.
Coṁ-eagair .i. ar aon eagar.
Anṡuairc .i. neaṁṡuairc.

23. Sobraċa : a Ġein., ón deaġbraiċ ċun mioḋ a ḋéanaṁ.

24. Déine .i. mire ; ón ṁeisce a ċuireann an mioḋ ar ḋuine.

25. An ceaṫrar .i. ceaṫrar luċt freastail.
Fionnuball (= fionn-ub-all) : tá ḋá ṡiollab sa breis ar an árdrinn ṫar an Rinn (—nunn) annso ; rud atá ceaduiṫe san Deibiḋe Scaoilte.

26. Gá bfuil .i. go bfuil san go léir aici.
Na mbeann .i. na gcnoc.

27. Cas .i. cam, bréige.
Gura : foṡuiḋteaċ Guiḋteaċ láiṫreaċ ar an gCopuil.
Críoċnuíonn an laoiḋ ar an bfocal na dtosnuíotar leis .i. 'Turus.'

28. Lánaṁa .i. cúpla pósta.
Treallaṁ .i. cóir éadaiġ is arm.

29. Luċt oṫrais .i. dream a beaḋ gonta nó breóite.
Tionóisc .i. mata laṁang : (?) < laid *tempestát-em.*
Éigciallaċa : a iol., 'gan ciall.'
Coṁṡaoġal .i. deire a saoġail do ṫeaċt san am ċéadna.

30. Maiṫe na féinne .i. a huaisle.

31. Géiseann .i. 'búirṫeann, *resounds*.'
Buinne .i. tuile, tonn árd.
Ruaḋ .i. tréan.
Traċt .i. bruaċ.
Isé ainm atá ar ṁéidreaċt na laoiḋe seo ná 'Rannaiġeaċt Ṁór Gairid.' Seaċt siollaba i ngaċ líne, aċt trí siollaba sa ċéad líne. Focal aon-tsiollaib n-a Ċeann ar gaċ líne agus Amus idir ḋá Ċeann deiriḋ an dá leaṫrann. A ḟormuil do ċur mar seo.:

$$(3^1 + 7^1) + (7^1 + 7^1)$$

Is gnáṫaċ Aicill sa leaṫrann deiriḋ (ċonn : tonn, 31) ; agus Aicill (cuan : ruaḋ, 31) nó Amus (caoiḋ : Ċaoin, 33) sa leaṫrann tosaiġ.

32. Seisceann .i. talaṁ na bfuil dúṫċas na fliċe ann, mar a bfásann seisc nó féar garb go reiṁsiúil.
Buan .i. ní éirġeann léi i gcoṁnuiḋe.

33. Scol .i. scréaċ.

34. Séis .i. ceól, glaoḋ.
Do-ní .i. a ḋeineann.
Marḃ .i. is marḃ.
Daṁ Díleann : do tugtaí san ar ḋaṁ mór adeirtí a ḃí ann fad ó. 'Dam Díle ingine Lugmanrach' atá air san dinnṡeanċas. Is dóċa gurab air sin a tugtar '*elk*' sa Ḃéarla.
Dá ṡiollaḃ san Aicill annso (Síleann : díleann).

35. Saoṫ .i. tuirse, brón.
A doire .i. as doire.
Féna ċeann .i. ar ċeann a uaiġe.

36. Ṁairḃ .i. ḋuine ṁairḃ.
Aoḃ .i. meiḋir.

37. Saor .i. uasal.
Saiṫ liom .i. is olc liom, is brón liom.

38. D'imṫiġ uainn .i. a fuair bás.

39. Treas .i. bruiġean, troid.
Is miste .i. is miste den treas.

40. Beaċt .i. glan, iomlán.
Ḃí deire na laoiḋe annso ar dtúis de bríġ go gcríoċnuiġeann an rann ar ċuid den ḃfocal tosaiġ sa ċéad rann ṫuas .i. 'séis.'

41. Níl méidreaċt ċruinn ar an rann so toisc ḋá ṡiollaiḃ do ḃeiṫ ar Ċeann an ċéad líne : 'Rannaiġeaċt Ṁór Aicleaċ' é leaṫsmuiġ ḋe sin.
Mac Crioṁṫain .i. Caol ; féaċ *Cath Finntrágha*.

VI. Laoiḋ na Seilge. 1. Gráḋ éagṁaiseaċ .i. gráḋ a ṫaḃairt do ḋuine gan an duine sin d'feiscint ; is aṁlaiḋ a ṫug sí gráḋ d'Ḟionn as uċt na mórċáile a ḃí air.
Ba ġeis di .i. ḃí coiscṫe uirṫi.
Do ċuir fá deara .i. do ċuir sí fiaċaiḃ air ; d'orduiġ ḋó.
Sliaḃ gCuilinn : Ar an dtaoḃ ṫeas de Ċo. Árd Maċa, tuairim is seaċt míle sliġe leaṫstuaiḋ de Ḋún Dealgan. Aċt tá Sliaḃ gCuilinn eile i mBarúntaċt Ḟoḃair i gCo. na Miḋe, timċeall sé míle sliġe ar an dtaoḃ ṫeas de Ṡeanċaisléan an Ḟásaiġ, agus níor ḃ'iongnaḋ liom da mb'é sin an ceann ceart.
Cuileann Ċuailnge : Deirtar gurab ionann é sin agus Culann Ceard ó ḃfuair Cú Ċulainn a ainm. Ní mar a ċéile iad áiṁṫaċ. Ní deirtar i n-aon áit san Ruḋraiġeaċt gur ḋuine de Ṫuaṫaiḃ Dé Danann Culann.

2. Faiṫċe .i. páirc ḃán i n-aice an dúin mar a ndeintí cleasa lúiṫ agus gleacuíoċt.
Alṁa, -ṁan, -ṁain : (nó Alṁain, -ṁaine, -ṁain) : Cnoc Alṁan, tuairim is cúig ṁíle sliġe soir ó ṫuaiḋ ó ḃaile ṁór Ċill Dara. Is ann adeirtar a ḃíoḋ Fionn n-a ċoṁnuiḋe. Tá raḋarc an-ḟairsing óna ṁullaċ.
Ar léim lúiṫ .i. ag léimriġ go lúṫṁar n-a riṫ.

3. Gan ḟios .i. a ganḟios don ċuid eile.
Do lean .i. do lean sé go mear.

4. Mac an Luin .i. an ainm a ḃí ar ċlaiḋeaṁ Ḟinn.
I gcoṁḋáil .i. i gcoinniḃ.
Rian .i. casán.

5. Fán sliaḃ .i. fan an tsléiḃe.
Níor ḃ'ḟeas dó .i. níor ḃ'ḟios (ḃ'eól) dó.
Isé ainm a tugtar coitċianta ar a ṁéidreaċt so ná 'Laoiḋ Fiannuíoċta' nó '*Ossianic metre*' sa Ḃéarla. Gné ḃriste ar an Rannaiġeaċt Aicleaċ iseaḋ é ; mar is iad Rannaiġeaċta na seanaimsire ba ṁúnlaí ḋó. Is féidir an méid seo deifríoċta a ṫaḃairt fé ndeara eatorṫa.
(a) San Rannaiġeaċt ḃíoḋ seaċt siollaḃa coitċianta san líne : níl aon áireaṁ siollaḃ annso.
(b). San Rannaiġeaċt téiġeann Amus ar Ċonsoiníḃ is ar Ġutaíḃ : ní tugtar Consoiní san áireaṁ don Amus annso.
(c). Bíonn 'Ceann' ar gaċ líne san Rannaiġeaċt : is cuma n-a ṫaoḃ annso.
(d). San Aicill annso ní áirṁíotar aċt an Guta aiceanta.
(e). Fuaim dúṫċais ag an ḃfocal—idir Ċonsoiní is Gutaí—san Rannaiġeaċt : fuaim canaṁna ag an ḃfocal annso.
Sidiad na riaġlaca a ṫéiġeann ar an 'Laoiḋ Fiannaiġeaċta' do réir Prosóid na Nua Ġaeḋilge :
I. Ċeiṫre líne sa ċeaṫraṁain.
2. Trí focail aiceanta (ar a laiġead) i ngaċ líne.
3. Amus Gutaí aiceanta : ón ḃfocal deiriḋ san dara líne go dtí an focal deiriḋ san ċeaṫraṁaḋ líne.
4. Aicill i ngaċ leaṫċeaṫraṁain : ón aiceann deiriḋ sa ċéad líne go dtí aiceann i lár buill an dara líne. Dá Aicill i ngaċ ceaṫraṁain.
Is ar an Rannaiġeaċt Ṁóir is mó a deintar aiṫris san Laoiḋ seo. Is follus san ón ḃfocal aontsiollaiḃ aiceanta i ndeireaḋ urṁór na línte ann.

6. A dtriar .i. an triúr aca .i. ṫugadar cúl ar a ċéile.

7. Bruaċ an loċa : is féidir 'bruaċ na loċa' a ráḋ ċoṁ maiṫ. Seana-neódar ab eaḋ 'loċ,' agus nuair a cailleaḋ an

Inscne Neódair do-ċuaiḋ an focal ar líon na Firinscne i n-áiteannaiḃ agus ar líon na Baininscne i n-áiteannaiḃ eile.
Ag caoi .i. ag gol.
Macaoṁ .i. óganaċ : Coṁṡuiḋteaċ é sin > mac caoṁ ; Sg. *mac cóim*, 'mac dílis.' Macaoṁ mná .i. bean óg.
Do b'feárr ⁊rl.='do ḃfeárr cáil is gnaoi dá ḃfeaca sé (.i. fionn). Siḋé an Coṁréir a ġaḃann ar 'cáil' : an Tuiseal Gearánaċ fé réir ag an Aidiaċt 'fearr.'

8. Beól : malairt ar 'béal' ar scáṫ na méidreaċta. Leaṫaicill iseaḋ é (.i. rós : beól), agus ní mór 'ó' (fada) a ḃeiṫ ann.

9. Réalta seaca .i. réiltín oiḋċe ṡeaca : réalta <Sg. *rétla, rétglu.*
Dá ḃfeicṫeá-sa : Foṡuiḋeaċ, Caitte.
Do ḃéarfá : an Coinġeallaċ. Isé sin an ċóir tionnlaic, an Coinġeallaċ do leanúint ar an ḃFoṡuiḋteaċ Caitte.

10. Nár ḟaġadsa : Foṡuiḋteaċ Guiḋteaċ, Láiṫreaċ ; Diúltaċ ar 'go ḃfaġadsa.'
Dé úd .i. 'Dia, nur ḋeineaḋ tagairt dó ċeana.'
Naoṁórd .i. 'na n-órd naoṁaingeal' ; tá Aiceann ar gaċ siollaḃ den ḃfocal san.
Go mb' ḟeárr .i. 'aċt do ḃfeárr.'
Páirt .i. cumann, gráḋ.

11. Liomsa .i. 'ní ċuirfinn aon tsuim n-a gráḋ.'
B'ionṁuine liom .i. 'ba ṁó agam' ; an Foṡuiḋteaċ, Caitte, ar an gCopail.
Seanóir .i. seanduine.

12. Mionna .i. móid.
Fearta .i. miorḃúiltí.
Gur ġile .i. baḋ ġile ; is minic an ḟuirm Spleaḋaċ mar sin fé réir ag Abairt gan aon Ḃriaṫar ann. Is ionann é agus 'dearḃuiġim gur ġile ⁊rl.'

13. Saṁla .i. maca saṁla, comórtas.
Idir ṁaiṫeas is dream .i. idir ṁaoin ṡaoġlta agus daoine.

14. I gcill .i. i n-eaglais.

15. A dreaċ .i. a gnúis : 'dá ḃfaiġteá aṁarc ar a gnúis is ar a fioġair.' Diḃ=duit : an tIolraḋ i n-ionad an Uaṫaiḋ .i. Iolraḋ an Ómóis.
Annsaċt .i. cion, gean.
Go dtréigfá .i. do ṫréigfá ; Spleáḋaċ i n-ionad an Neaṁspleaḋaiġ.

16. Luaḋ .i. ráḋ.
Snuaḋ .i. gnúis, scéiṁ. É seo ċoṁ maiṫ le ‘ dreaċ ’ agus ‘ gnaoi ’ i gCoṁṗaisnéis le a (iol.) sa ḃfocal ‘ dá ’ (dá luaḋ).
Ní ṫréigfinn .i. ní ġéillfinn.
Ceaċtar .i. aon ċeann (de ḋá ċeann).

17. Na ḃfial .i. na ḃfear ḃfial
Siansán .i. siosarnaċ, cantain.
Dá n-iarraḋ .i. [sí] ort.

18. Is truaġ .i. is truaġ ṫu.
Dé ḃí : Gein. ar ‘ Dia beo.’
Neaṁní : Coṁ-aiceanta an dá ṡiollaḃ.

19. Ná cluinim (ná cloisim) : An Moḋ Órduiġṫeaċ, I, Uaṫ. Diúltaċ.
An ḃeaṫa .i. an saoġal ; Tuis. Gearánaċ fé réir ag ‘ go dtréigfinn.’
Bioṫbuan : coṁaiceanta an dá ṡiollaḃ.

20. Nua .i. nua-ṫagaiṫe.

21. Is doiliġ .i. ‘ is brón, is imṡníoṁ.’
Fáṫ do rúin .i. ‘ an rud ara ḃfuil ṫ’aigne socair agat.’

22. Do ċuarais .i. ḋeinis páistine nó tairngreaċt.
Do ġlór .i. t’intinn, t’aigne.
Mar luaḋair .i. mar adeirir.
Uaġna .i. iol. ar ‘ uaiġ ’’
Dobrón < duḃ + brón.

23. Mo ḋóiġ .i. is dóiġ liom.
Dúr .i. gruamḋa.
Puḋair .i. díoġḃáil aiṫise.

24. I ngéiḃionn .i. i ndaoirse.
Leaṁ .i. gan éifeaċt.

25. Fá luaḋ .i. i dtaoḃ tráċt ar.
Iomráḋ .i. cuiṁne, maċtnaṁ ar.

26. Cuaċa .i. folt cas.

27. Is measa liom .i. is mó a ċuireann orm.

28. A ḃfuil .i. go ḃfuil.

29. Furtaċt .i. congnaṁ ; Sġ. *fortacht*, .ᴀ.b. ar *for-téi* ‘‘ caḃruiġeann le.’’

30. Fail .i. fáinne.
Do ráiḋ .i. dubairt.
Ríoġan .i. ainnir.
Le fána na sreaḃ .i. síos san uisce.
Do ḃeir me .i. fé ndeara me ḃeiṫ.

31. Ná fuilngid fíorlaoiċ .i. nár ḃfíorlaoċ ná haontóġaḋ rud do ḋéanaṁ uirṫi.

32. Gur ċuir de .i. gur ḃain sé ḋe.
Furáileaṁ (nó fuláireaṁ) .i. órdú.

33. Eanaċ .i. casán cuṁang, droiḃéal.

34. Ar ṡíneaḋ ⁊rl. : 'sarar ṫáinig an laoċ (.i. Fionn) go bruaċ, agus nuair a ḃí sé ag síneaḋ an ḟáinne ċúiċi ⁊rl.'

35. Ag cloistin .i. ag éisteaċt le.

36. I gcósárd .i. de ġuṫ árd : tá cummasc annsan ar ḋá ḟocal .i. 'go hárd' agus 'ós árd.'
Na gcóiṁreaċt .i. na reaċt (ndliġṫe) gcoṫrom.

37. Ar iarraiḋ .i. ar easnaiṁ, d'uireasḃaiḋ orainn.
Go raiḃ : An ḟoṡuiḋṫeaċ : 'go raiḃ sé aṁlaiḋ.'

38. Má ṫeasta .i. má tá d'uireasḃaiḋ ort, má cailleaḋ ort.
Glacaim ċugam ar mo láiṁ .i. 'gaḃaim orm féin ḃeiṫ mar ríġ ar an gcuid eile agaiḃ.''

39. 'Ár ndíṫ .i. i n-easnaiṁ orainn.
Cé gur ṁuiḋ ⁊rl. .i. cé go raiḃ an gáire ar ár ngnúis againn ; nó focal ar focal, '' cé gur ḃris orainn béal gáire.'' Muiḋ < Sg. *maid*, 'bris' ; gean < Sg. *gen.* 'béal, íoċtar na gnúise.'

40. Buiḋean : i gcoṁfaisnéis leis an ainmniḋe sa ḃriaṫar. 'Gluaisiṁíde.'
Aicill na leaṫċeaṫraṁan tosaiġ annso .i. '-ṁaċ' : 'cal-ṁa.'
Triúr : I gCoṁfaisnéis le '' ḋá ċoin agus Finn.''

41. Ár ndáil .i. i n-éinfeaċt linn.
Mar .i. de ḃríġ gur.

42. Féaċaint : 'le féaċaint' don ṁinḋealú.
Dian .i. cruaiḋ.

43. Cnáṁa : i gCoṁfaisnéis le 'sé.'
'Nar ceileaḋ .i. do ċeileadar na cnáṁa loma a scéiṁ is a ċruṫ.

44. Ṫug ar .i. ċuir ḟiaċaiḃ ar.

45. Eilit óg : is ionann agus an gein. tar éis ‘ ag seilg ’ ; nuair a ḃíonn abairt mar sin ní gnáṫaċ aon ċuid de a ċur sa ġein.

46. Tá cummasc sa ċéad líne annso idir (a) Ṫug sé freagra orainn, agus (b) Do ḟreagair se ḋúinn.
Taom .i. toċt.
Éagcaoineaċ (nó éagcaointeaċ) .i. duairc, gearánaċ.
Gan rian .i. gan siuḃal.
Uaireannta ġeiḃtar ceaṫraṁa eile n-a ḋiaiḋ seo :

Do noċtassa mo ċlaiḋeaṁ géar,
Is prab ’s is tréan do noċt an Ḟiann :
‘ Is geárr go bḟaiġir aiṫne an ḃáis
Muna dtugair uait tásc an triair.’

47. Fear : i gCoṁḟaisnéis le Caoilte.

48. Dearḃ .i. deiṁniú.
Grod .i. go grod, go mear.

49. Borb .i. teann, garḃ.
Colg .i. claiḋeaṁ.
Do ṁalluiġ .i. ċuir sé eascaine ar.

50. Tá léic i nAicill an dara leaṫċeaṫraṁain annso .i. ‘ gníoṁ : riaṁ,’ mar ní ġaḃaid ‘ ia ’ agus ‘ í ’ le ċéile. Bḟéidir gur ‘ mo ġaisce a ríoṁ ’ baḋ ċeart a ḃeiṫ ann.

51. Go ndeargainn .i. leṫ ḟuil ; Foṡ. Caitte.
Go dtagaḋ leam .i. go ndeiminn, go gcoiṁlíonainn. Leam : liom ar scáṫ na hAicle, ‘ lann : leam.’’
Do lá .i. lá do ḃáis.

52. Ón lá .i. i gCaṫ Ċnuċa.
Ded ḋeóin .i. det toil.

54. Im ḋáil .i. ċun coṁraic.
Coṁrac críoċ .i. coṁrac le sluaġ a críoċaiḃ eile.
Féaċam .i. féaċaimís ; Moḋ Ord. I. Iol.

55. Smaois .i. smior.

56. Bog : Sluaġ-ainm is eaḋ ‘ Clanna Baoiscne ’ i n-aigne an uġdair annso. Tá an aidiaċt san uaṫaḋ dá réir.

57. Do ċuir a ċoimirce .i. d’iarr sé orṫa é ċosaint ar Oscar.
Furtaċt : i gCoṁḟaisnéis le ‘ coimirce.’

58. De ṗreib .i. go hobann.
n-áiġ : Gein. ar áġ, 'goil, gaisce.'

59. Dolaiḋ .i. díoġḃálaċ.
Oram .i. orm.

60. É .i. Oscar.

61. Baḋ ċead linn .i. do lobálfaimís é.
ler < le (Reiṁḟocal) + an (Forainn Gaoliṁar) + ro don Aimsir Ċaitte : le-an-ro > ler.

62. Ag gláiṁ .i. ag béiciġ.
A ċead .i. ní leigfinn duit.
iomċáin (=úmpáin) .i. cáineaḋ.

63. Mar ar ṫréigis .i. an áit 'nar stadais.
Éaċtṁar .i. iongantaċ.

64. n-áir : Gein. ar 'ár.'
Cia ċuir as : 'Cia ḋein soinseáil ar do ċruṫ.''

65. Ingean : i gCoṁḟaisnéis le 'sí.'
Am ċionn .i. ċugam .i. a gcur orm.
Dul : i gcoṁḟaisnéis le 'geasa.'

66. Nára : Foś., Láiṫ., Guiḋṫeaċ, Diúlt. ar an gCopail.
Nár ṫéiġmíḋ slán ón gcnoc.'
Méin .i. aigne.

67. Faoi .i. fé Ḟionn.

68. Ag toċailt .i. ag roṁar ; Sg. *tochlad* :

70. Seang .i. caol, mear.

71. Beiṫ .i. do ḃeiṫ ; a ṫaḃrṫaċ.

72. Ní ċanaim .i. ní deirim.

73. Is gann fán mbiaḋ .i. naċ fial a riarann an biaḋ.

74. Truaġ .i. dona, direóil.
Ag cóṁaireaṁ ċloċ .i. cloċa an ṗaidrín.

VII. CNOC AN ÁIR. Isé méidreaċt 'Laoiḋ Fiannaiġeaċta' atá ar an aiste seo. É ar aondul le 'Laoiḋ na Seilge.' Uiṁir a VI.

1. Biaiḋ .i. beiḋ; Fáistineaċ. 3, Uaṫ.: 'Beiḋ an ainm sin air.'

An t-ainm, nó an ainm: Seana-Neóḋar iseaḋ an focal 'ainm.''

2. N-a ḋáil .i. i n-éinfeaċt leis.
Dob ionṁuine .i. ba ġile.

3. Grodlaoċ .i. laoċ mear.
A n-iarraċt .i. a dtriall, a n-amus.

4. Do ċaiṫeamair .i. ṫugamair an aimsir.
Níor laṁuiġ các .i. ní raiḃ de ḋánaíoċt sa ċuid eile agus . . .
Gur ċruaiḋ an ċéim .i. go raḃmair i gcruaḋċás.

5. Liot .i. leat: an Aicill = 'Liot: Cuṁ-aill.'
Ná togair gó .i. ná taḃair fé ḃréag d'innsint; 'na can gó' atá i leabar Uí Ḋálaiġ, aċt d'aistriġeas é ar ṁaiṫe leis an Aicill.

6. Níor saṁlaḋ .i. níor dealḃaḋ, níor ceapaḋ.

7. Líon an tslóiġ .i. iomlán ár sluaġ. Gearánaċ an Tionnlaic é sin ag gaḃáil le 'do éirġeamair.'
Níor ḃ'iongnaḋ ḋóiḃ .i. as uċt a líonṁaireaċt a ḃíodar.

8. Sa leirg .i. sa ṁuiġ, sa ċasán.

9. A bfuil le ceól .i. ceóltóirí an doṁain.

10. Do naisc me .i. do pós me.

11. Cad do ḃeir tu .i. cad ċuige go ḃfuilir.
Gaḃaim do láiṁ .i. glacaim orm féin.
Tar a ċrois .i. i n-indeóin a ċoisc sin.

12. Scéiṁ .i. dataṁlaċt.

13. Nár ṡireas .i. nár iarras coimirce orta.
Anacal .i. cosaint.

14. Nár clóḋaḋ .i. nár buaḋaḋ air; fuirm eile ar 'claoiḋeaḋ' é.
Ar do scáṫ .i. ar do ṡon.
Fám riair .i. fém réir.

15. Is guais linn .i. is baoġal linn.

17. Iomarḃáiḋ .i. argóint, maoiḋeaṁ.
A folt cas .i. a bean na gruaige cuise.

Ná faiġeaḋ : An Coinġeallaċ.
Fear a ċlóḋa .i. fear a ḃuaḋfaḋ air.

18. Fear ceann cait .i. fear 'na raiḃ ceann cait air. Is ionann agus aiḋiaċt an focal 'ceann cait' annsan.
Fionn : ceann, aicill lag ; bḟéidir gur ċeart 'de ċionn a ṁná' a ráḋ.

19. N-a ḋáil .i. n-a ċoinniḃ.

20. A ṁaoiḋeaṁ .i. a ráḋ.

21. Taoḃ ar ṫaoḃ .i. sínte.
Do ṫeastuiġ uainn .i. do fuair bás uainn, do cailleaḋ orainn.

22. Doiliġ .i. brónaċ.
Tréanlaoiċ : ḋá aiceann ann.
Díṫ .i. uireasḃa.

23. Cuiṁniġ do ġail .i. ná dearṁaid do ġaisce.

24. Béim .i. ainiṁ, máċail.
Smaċt .i. coṁaċt.

25. I ndíol .i. 'ċun díoġaltas a ḃaint amaċ as uċt na ndaoine a ṫuit leo láiṁ.'

26. Ċeann : fionn, droiċaicill.
Go leaṁ .i. go caṫuiġṫeaċ.

27. I ngleic .i. ag troid ; 'gleac' a ainmneaċ.
Ar díṫ ṡuain .i. gan ċodlaḋ.

28. Gleac : a ġein. iol.
Tré a ndeaċaiḋ .i. mar ġeall ar ar cailleaḋ.

29. An ġruaḋ dearg .i. bean go raiḃ gruaḋ dearg aici.

30. Na ríoġna .i. na mná.

VIII. Truaġ san, a Ċaoilte. As 'Duanaire Finn' iseaḋ ḃaineas laoiṫe VIII.—XII, aċt b'éigin dam beagán nuaċaint a ḋéanaṁ orṫa. Ní ḋeárna puinn, mar níor ṁaiṫ liom blas na hársuíoċta a ḃaint díoḃ ar fad. Seód beag reaṫa iseaḋ é seo, dálta a lán de ṡeódaiḃ litríoċt na Gaeḋilge. Cuid de ṡeanascéal éigin do b'eaḋ é ar dtúis, do réir ḋeallraiṁ.
Rannaiġeaċt Ḃeag Aicleaċ, a méidreaċt. Formuil do $2(7^2+7^2)$. Tá Uaim coitċianta go leór ann.

2. Uait ba ṫana luċt luingse .i. 'do ṫanuiġṫeá sluaġ deórata.' Luingse .i. gein. ar 'Longas' nó 'Luingeas' .i. 'deóruíoċt.'

3. Maiṫ ṫarla .i. is maiṫ mar ṫárla do M. L. gur tuit sé ṫoir i gcaṫ Gaḃra.' Don Aicill sa leaṫrann san (Gaḃra : ṫarla) ní mór 'Gaḃ-ra' : 'tar-la' a ráḋ, a ḟuaim ḋúṫċais a ṫabairt do gaċ leitir. Tá 'síneaḋ tacair' ar na gutaíḃ aiceanta sa ċanaṁaint (goura : ṫárla).
Luġaċ : duḃaċ ; ḋá ṡiollaḃ an focal dóiḃ sin .i. 'Lu-ġaċ' : 'du-ḃaċ.'
An t-óg .i. an t-ógánaċ, an t-óglaoċ.

4. Ṡeanóir : direóil ; ḃeaḋ an Aicill ar ḟeaḃas aċt 'dearóil' do ċur i n-ionad 'direóil.'

IX. SEILG AR ṠLIAḂ gCUA. Duine ḋen ḃFéinn ġá innsint cionnus a ḋein triúr aca seilg sa Ṁumain.
Rannaiġeaċt Ṁór Aicleaċ é seo. Isé is formuil dó $2(7^1+7^1)$.

1. Triúr laoċ ; gear. an Tionnlaic ag gaḃáil le 'do ċuamair.'
Sliaḃ gCua ; seanaim do Ċnoc Maol Doṁnaiġ.
Niaṁḋa .i. gléigeal, daṫaṁail.

3. Ag tollaḋ .i. le sleaġa.
Sliaḃ Mis .i. siar ó ḋeas ó Ṫráiġ Lí.
Mongaċ .i. coillte air.

4. Beaċt .i. cruinn.
Rún .i. intinn, aigne.
Ár gcommaiṫ-ne .i. ní raiḃ triúr eile ar an ḃFéinn a ḃí ċoṁ maiṫ linn.

X. AN CÁRṪANN CAS. Oisín n-a ṡeanduine ḋall, agus é n-a ṫroscaḋ, ġá iarraiḋ ar .ṁuiciḋe é ṫionnlac go dtí an Cárṫann Cas i nGleann dá Ġealt mar a ḃfaiġeaḋ sé a ḋóiṫin caora.
A ṁéidreaċt so, Rannaiġeaċt Ṁór Aicleaċ. Isé is formuil dó $2(7^1+7^1)$.

1. Muiciḋe .i. an té ḃíonn i ḃfeiḋil muc ; ní fuláir gan aċt ḋá ṡiollaḃ ann ; SG. *muicid*.
Seólam sa sliaḃ .i. deinimís i dtreó an tsléiḃe ; Moḋ Órd. I, 101.
Róm .i. roṁam.

2. Dá mbeirtí : Moḋ Foś., caitte, Saor.
Cárṫann : ainm eile ḋó 'Caorṫann' < SG. *cdirthann* ; '*Rowan*' nó '*Mountain Ash*' sa Béarla.

3. go bḟóirfí .i. go sásófí ; fóirim .i. tagaim le congnaṁ.
íota .i. tart nó ocras anaṫréan.

4. fan taoḃ .i. ar feaḋ, tré ṫaoḃ.
Rugmair .i. rugamair.
fiaḋaċ .i. toraḋ an ḟiaḋaiġ. Tá an dá ḃríġ leis mar atá anois leis an bfocal 'seilg.'

XI. GUT GAḊAIR. Oisín do ċuala gaḋar ag laḃairt, agus do ċuir san i gcuiṁne ḋó a ṁinicí a ṫéiġeaḋ sé féin agus maiṫe na féinne ag fiaḋaċ ; agus an ċuma n-a mbeireaḋ fionn Cnú Deireóil leis ċun beiṫ ag déanaṁ ċeóil ḋó ; agus na héaċta a ḋeineaḋ sé féin ar an seilg ; agus na caṫanna cruaiḋe a ċuiridís Clanna Mórna.
Rannaiġeaċt Ṁór Aicleaċ a méidreaċt.

1. Cnoc na Ríoġ .i. Teaṁair, b'féidir.
Síoḋ .i. cnocán nó árus siḋe.

2. Teaġlaċ .i. muinntir a ṫiġe.
Gasraḋ ; i gCóṁfaisnéis le 'teaġlaċ.'
Ba ṁór agamsa .i. bí anaṁeas agamsa orṫa.
Téiġeaḋ .i. an fuirm Gaolṁar.

3. Ba 'ṁḋó .i. ba iomḋa.
Daṫḃallaċ .i. breac, "spotaċ."

4. Ċoin ; i gCóṁfaisnéis le 'Bran agus S.'
Ar a maiṫ .i. mar ġeall ar a maiṫeas.

5. I n-uċt an ríoġ .i. ar a ḃaclainn.
Luġa .i. gein. ar Luġ. (ḋá siollaḃ ann).
Deaġṁac, firín ; i gCoṁfaisnéis le Cnú D.

6. Commóraḋ .i. tionól.
Druim Ċaoin .i. Teaṁair.

7. Beann .i. aḋarc ; a ġein. iol. fé réir ag 'líonṁar.'

8. Longṗort .i. campa.
fuair .i. ṫárla ḋóiḃ.

9. Gasraḋ ; i gCoṁfaisnéis le "Clanna."

10. Do ċuala .i. i llaṫ.
Do ṁearuiġ .i. do ċuir ar buile.
Cuiṁne .i. an Cuspóir, Tuiseal Gear. ḋó.

11. Is fada ó .i. is fada anois ó.
Ní liomsa naċ binn .i. is anaḃinn liomsa.

XII. Ḟáistine Ḟinn. Fionn Mac Cuṁaill ag tairngreaċt ar ṫeaċt Ṗádraig go hÉirinn agus ar ḃuaḋ an Ċreidiṁ Ċríostaiġe innti; ar ṫeaċt na nGall agus ar ḃuaḋ na nGaeḋeal fé ḋeóiḋ.
A ṁéidreaċt: Rannaiġeaċt Ṁór Aicleaċ; ḋá rann ann (2 agus 3) 'Corránaċ' .i. sé líne sa rann.
1. A laḃrann .i. a deireann.
Ḋá ní .i. (1) teaċt Ṗádraig is an Ċreidiṁ; (2) teaċt na nGall.
Feaċt .i. uair.

2. Táilġionn < Táilchenn < tál + cenn .i. 'ceann i bfuirm tál cúipéara,' leasainm a ḃí ar Ṗádraig.
Muir Meann .i. ainm na fairrge idir Éire agus an Ḃreatain.
Ní holc ḃeas daṁ .i. bead go maiṫ as. 'Ḃeas' an ḟuirm Ġaolṁar, Fáistineaċ; 'dam' .i. daṁ, cm. 'daṁsa.'
An caṫ .i. an sluaġ.

3. Ṫoir .i. san am a ṫiocfaiḋ.

4. Linn .i. loċán.
Ná ceil .i. an ḟáistine.
Na cloċa .i. na caisleáin.
Iad sein .i. iad san.

5. Iomarca .i. ró-líonṁaireaċt, iomadaṁlaċt. Aḃfus .i. ar an saoġal .so.

6. Óna mbun .i. óna bpréaṁċaiḃ. Tagairt é sin dosna sleaċtaiḃ gallda do ċuir a bpréaṁċa i dtalaṁ i nÉirinn.

7. An treas .i. an caṫ.

8. Is ciaċ liom .i. is brón liom.
Faġáil: focal aontsiollaiḃ (fáil) ar scáṫ na méidreaċta.

10. Raċaiḋ as .i. éalóiḋ.

11. Fá Ṡligeaċ .i. i dtreó Ṡligiġ.
Glan .i. go hiomlán.
Diombáiḋ .i. caṫú.

12. Ceann .i. a dtaoiseaċ.
Is beag orm .i. is fuaṫ liom.

13. Go ndeárna .i. gur ḋeineas.
Amus neaṁċruinn is eaḋ 'neaṁ : mban.'

